sgéalta nua-déanta.—VI.

# Eoċaiḋ Mac Rí 'n-Éirinn.

Míċeál Ó Máille

(" Diarmaid Donn.")

do sgríoḃ.



Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge,

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1912.

Oċt bpinginn déag

sgéalta nua-ḋéanta.—VI.

Eochaidh

1.00

# eoċaiḋ mac rí 'n-éirinn.

miċeál ó máille

("Diarmaid Donn.")

do sgríoḃ.




ar n-a ċur amaċ

do

ċonnraḋ na gaeḋilge,

i mbaile áta cliat.



díoltóir oifigeaṁail:
máire ní raġallaiġ,
87, sr. uaċ na drisеóige,
át cliat.

# Clár Inniste.


| | | Leaṫanaċ |
|---|---|---|
| Réaṁráḋ | | 3 |
| Caibidil | I.—Imṫeaċt ar Teaṁar | 5 |
| ,, | II.—An Cogaḋ i n-Albain | 13 |
| ,, | III.—Ar Ṫóir Eoċaḋ | 19 |
| ,, | IV.—An Comrac Éin-Ḟir | 25 |
| ,, | V.—Teaċt a ḃaile go hÉirinn | 30 |
| ,, | VI.—Tóruiġeact Éin na gCúig nDaṫ | 36 |
| ,, | VII.—Féis na Teaṁraċ | 46 |
| Foclóir | | 59 |
| Aguisín | | 71 |
| Seaċráin agus Cló Caiṫte | | 72 |

# Eoċaiḋ Mac Rí 'n-Éirinn.

## Réamráḋ.

IS fad' ó anois nár cuireaḋ síos i bfoirm leabair cunntas ar ġníoṁarṫaiḃ gaisge na sean-Ġaeḋeal, agus ó ṫárla gur ċuir mé in mo ċeann fairnéis a ṫaḃairt ar eaċtraiḃ Eoċaḋ Mac Ríoġ 'nÉirinn, faċtas dom naċ ḃféadfainn tadaí níḋ b'ḟearr a ḋéanaṁ ná leanaṁaint do ṡompla na sean-sgéalaiḋṫe. Ní raiḃ aon tír ar fud an doṁain a raiḃ sgéalaiḋeaċt ċoṁ mór i réim agus ḃí sí i nÉirinn le linn na Ríġte. Dá mbeaḋ an bealaċ sin sgéalaiḋeaċta ag dul i ḃfeaḃas i leabaiḋ a ċéile ó ṡoin anuas, ḃeaḋ sé anois againn mar ḃeaḋ crann mór láidir géagaċ a mbeaḋ snas agus bláṫ agus toraḋ air 'ċuile ṡaṁraḋ a ṫiucfaḋ. Aċt go díreaċ mar ċuirfeaḋ na Gaill ceo draoiḋeaċta agus síor-ġeiṁreaḋ ar an oileán seo, d'ḟan an súġ ina ṡeasaṁ sa gcrann le suim ċéad bliaḋanta, agus ní raiḃ bláṫ nó toraḋ ag fás air mar ba ċóir. Anois nuair atá an ġrian ag árduġaḋ ins na spéarṫaiḃ, agus ag soillsiuġaḋ amaċ arís le solas an lae ġil ḃreáġ, dá ndéanaḋ duine an crann a ṫarraingt as na fréaṁraċaiḃ, ⁊ a ċur i n-áit eile, b'féidir gur b'é súġ na Gallḋaċta a d'ḟásfaḋ suas ṫríd, agus i n-áit toraḋ cuṁarṫa blasta a ṫaḃairt, ḃeaḋ blas searḃ

na Galldaċta ar gaċ a ḃfágaḋ air. Ḃí sé réiḋ go leor sgéalaiḋeaċt glan a ḋéanaṁ sa tsean-amsir, aċt anois tá oiread leabra coigcríġeaċ ag tiġeaċt isteaċ go hÉirinn agus go mbéiḋ siad ag aṫruġaḋ inntinne na ndaoine. Dá ḃríġ sin níl sé ċoṁ réiḋ ag cuid aca an Ġaeḋilg a ṫabairt go glan leoḃṫa, ṫar éis í beiṫ foġlumṫa aca.

Maidir leis an gcainnt atá sa sgéal seo—is í cainnt na ndaoine í, mar ċualamar an Ġaeḋilg ḋá labairt i gcoṁnaiḋe san áit seo. Míle buiḋeaċas le Dia tá sí beo slán go fóill i n-ar measg, agus tá sí i n-ann smaointe an ċroiḋe a ċur i ḃfoirm agus a ċur i gcéill ċoṁ maiṫ le teangaiḋ ar biṫ eile dá ṁéad é an ḃuntáiste a fuair na coiġcríġṫe agus an dream Gallda ṫarainn leis na céadtaiḃ bliaḋain.



# Eoċaiḋ Mac Rí 'n-Éirinn.

## Caibidil I.—Imṫeaċt as Teaṁair.

Céad go leiṫ bliaḋain ṫar éis aimsire ar Slánuiġṫeora 'seaḋ ġlac Caṫaoir Mór flaiṫ ⁊ foirleaṫanas ar Éirinn.

"Ní raiḃ sa doṁan go léir," ar seisean, "dliġṫe ċoṁ maiṫ ⁊ ḃí ag Feiḋlim, an tÁrd-Rí a ṫáinic roṁam-sa."

"Ní fearr duine ḋá ráḋ sin ná tú féin," ars an tÁrd-ollaṁ, "mar is tú atá i n-ann na ndliġṫeaḋ sin a ċur i n-éifeaċt. Ní'l faoi'n ngréin ġil indiu rí nó árd-ḟlaiṫ, a ḃfuil oireaḋ saiḋḃris ⁊ oll-ṁaoin' aige ⁊ tá agad-sa."

"Ní'l," ars an rí.

Is geárr 'na ḋiaiḋ seo, go dtáinic sgéala ċuige, go raiḃ Conn Céadċaṫaċ Mac Féiḋlim a' tiġeaċt ḋá ionnsuiġe ⁊ sluaġ mór millteaċ i n-éinfeaċt leis, ag iarraiḋ an ríoġaċt a ḃaint de.

Ċruinniġ sé ċuige sluaiġṫe na Teaṁraċ; ⁊ friṫeaḋ 'ċ uile rud faoi réir le haġaiḋ na troda lá ar n-a ṁáireaċ. Ċuaiḋ Caṫaoir ċun suaiṁnis ḋó féin, ⁊ ṫuit sé i n-a ċodlaḋ.

Timċeall uaire an ṁeaḋóin-oiḋċe ḃioḋg sé as a ċodlaḋ ⁊ ċuir sé glaoḋ árd as.

"Céard sin?" ars na daoine a ḃí ḋá coiṁeád.

"Ó," ar an rí, "abair leis an árd-ollaṁ ⁊ mo ḋeiċneaḃar mac a ṫiġeaċt i láṫair go beó." Ṫáinic-eadar ċuige.

"Aisling a ċonnaic mé," ar seisean, "béiḋ soluis na gréine ag deallraḋ ar mo ċorp amáireaċ i measg na marḃ. Aċt troidfiḋ mé, mar ba dual aiṫreaċa ḋam, ag ceann mo ṡluaiġ."

"Glac suaiṁneas, ⁊ ná cuir suim innti," ar an t-ollaṁ.

"Fan tusa liom," ar an rí, "⁊ imṫiġeaḋ an ċuid eile. Céad slán liḃ, a ċlann ḋílis."

D'imṫiġ a ḋeiċneaḃar mac uaiḋ annsin, ⁊ d'ḟan an t-árd-ollaṁ i n-éinḟeaċt leis.

"Déanfaiḋ mé m' uġaċta anois," ar an rí, "agus roinnfiḋ mé mo ċuid saiḋḃris ar mo ċlainn. Sgríoḃ síos an rud a déarfas mé leat."

"Déanfad," ar an t-ollaṁ.

"D'orduiġ an rí roinnt áiriṫe dá ṡaiḋḃreas mór do 'ċ aonḋuine dá ċlainn, ag tosaiġ leis an mac ba sine, go dtáinic sé go dtí an t-oċtṁaḋ mac. D'ḟan sé i n-a ṡost annsin.

"Céard a tiuḃarfas tú do Eoċaiḋ?" ar an t-ollaṁ.

"Cia 'n ċaḃair ḋam tadaí a ṫaḃairt ḋó, mar naċ ḃfuil sé ḋe raṫ air tadaí a ċongḃáil."

"Tuige sin?" ar an t-ollaṁ.

"'Ċ uile ċuige," ar an rí. "Ḃí maoin ⁊ dúiṫċe ċeana aige, aċt sgar sé leoḃṫa. Ṫug sé geallaḋ, ⁊ é ag caint tríd n-a ċodlaḋ, go dtiuḃarfaḋ sé a

ḋúiṫċe uaiḋ, ⁊ níor ṁaiṫ leis an geallaḋ do ḃriseaḋ Baistim-se Tréiṫ-ḟear feasda air."

"Ní cóir duit é ḟágáil folaṁ," ars an t-ollaṁ.

"Béarfaiḋ mé mo ḃeannaċt dó," ar seisean, "⁊ ní ḃéarfaiḋ mé dó aċt sin."

"Go n-éiriġiḋ do ḃeannaċt leis," ars an t-ollaṁ, ⁊ sgríoḃ sé an ċuid eile do'n uġaċta.

Lá ar n-a ṁáireaċ, cuireaḋ suas gáir ċaṫa, agus d'ionnsuiġ na sluaiġte a ċéile. D'ḟíor do'n aisling. Marḃuiġeaḋ Caṫaoir Mór, ⁊ ḃí seilḃ na Teaṁraċ ag Conn.

Tráṫnóna, an lá céadna, casaḋ an t-árd-ollaṁ ⁊ Eoċaiḋ Tréit-ḟear ar a ċéile.

"Ní'l ceó maiṫeasa duit fanaċt annso," ars an t-ollaṁ. "Níor ḟág t'aṫair tadaí agad aċt a ḃeannaċt. Béarfaiḋ mise comairle duit: Glac tusa leis sin. Ní'l saiḋḃreas ar biṫ ag mac ċoṁ maiṫ le beannaċt deaġ-aṫar."

"Cia raċaiḋ mé," arsa Eoċaiḋ, "nó cia 'n áit is fearr dam a ḋul?"

"A ḃfeiceann tú an áit a ḃfuil an ġrian ag dul faoi?" ar seisean.

"Feicim," arsa Eoċaiḋ.

"Tabair tusa t'aġaiḋ annsin," ars an t-ollaṁ, "⁊ ná comnuiġ go deó go ḃfeiciḋ tú aṁarc níos áilne ná an ġrian."

D'imṫiġ Eoċaiḋ go brónaċ dólásaċ annsin ⁊ níor ṫug leis aċt a ċláirseaċ ⁊ a ċlaiḋeaṁ, ⁊ beirt óglaċ de ċomluadar leis. D'imṫiġeadar leoḃta. ⁊ níor

stadadar ⁊ níor ṁór-ċoṁnuiġeadar go dtáinic siad go himioll Loċa 'cOirb.[1]

"Ní bréag ar biṫ Tréiṫ-ḟear a ṫaḃairt orm-sa," arsa Eoċaiḋ, "mar tá mé tuirseaċ traoċta, ⁊ ní'l deór fágṫa ionnam."

"Is ar éigin atámuid-ne i n-ann coiriḋeaċt a ċongḃail leat," arsa an ḃeirt eile, "⁊ feileann sgíṫ ḋúinn ar fad."

Ní ballaċ a ḃíodar i n-a suiḋe síos, nuair a ṫuit an ḃeirt óglaċ i n-a gcodlaḋ aċt d'ḟan Eoċaiḋ i n-a ḋúiseaċt.

Níor ḃfada ḋó mar sin, nuair a ċualaiḋ sé an ceól breáġ aoiḃinn ag neartuġaḋ ċuige, ⁊ go ḃfaca sé an ṁaiġdean ṁná ba deise dar siuḃail féar nó talaṁ a riaṁ, ⁊ ḋáréag ban-ċoiṁdeaċta[2] i n-éinfeaċt léiṫe.

Níor ḟan codlaḋ nó tuirse air annsin, ⁊ ṫáinic áṫas ⁊ misneaċ an doṁain i n-a ċroiḋe, gur imṫiġ-eadar ṫairis, gur laġduiġ an ceól.

D'ḟan sé i n-a suiḋe, ṫosuiġ sé ag seinnm ar an gcláirsiġ, gur ḋuḃairt sé an laoi :—

Ar ḟáġáil Ṫeaṁraċ ḋaṁ-sa
  Go huaigneaċ is go cráiḋte,
D'fágfainn í gan ċuṁa
  Naoi n-uaire ar do sgáṫ-sa ;
Tú an spéir-ḃean is áilne ná an ġrian ar an spéir
An bláṫ is gile cuṁra,
  Is tú a rug an bárr air ;
Na fáinní in do ḋúḃ-ċúl
  I n-a ndualaiḃ le fánaiḋ ;
Tú an péarla is breáġṫa sa saoġal so go léir.

---

[1] .i. Loċ ṁic Oirb. Mac Oirb = Oirb-sen.

[2] Ḋáréag [dó, dá + fear + déag] ban-ċ. = 12 companions

Níor ṫúisge ḃí an ċeaṫraṁa sin críoċnuiġṫe aige, ná ċualaiḋ sé an gáire ceólṁar taoḃ ṫiar ḋe.

D'éiriġ sé ḋe ṗreiḃ, ⁊ cia ḋ'ḟeicfeaḋ sé ann, aċt an ṁaiġdean óg ⁊ a ḋáréag ban-ċoiṁdeaċta léiṫe. Ní túisge a ḋearcadar ar a ċéile ná ṫug an ḃeirt aca grád ḋá ċéile ar an bpointe boise.[1]

"Is binn an t-aḃrán atá agad," ar sise, "cia'r imṫiġ do ċéile uait, go ḃfuil tú ḋá héagcaoineaḋ?"

"Bean nó céile ní raiḃ agam riaṁ," ar seisean, "⁊ ní ḃéiḋ go deó, aċt an ḃean aoiḃinn áluinn atá os mo ċoṁair. Is cuma dorċa nó geal oiḋċe nó lá, ḟad is ḃéas mé ag dearcaḋ ort, mar is tú mo ġrian, mo ṡolus ⁊ mo réaltan."

"Ó sead, sead, go dearḃṫa," ar sise.

"Ní ċreidfiḋ tú mé!" ar seisean, "aċt ní ḃfuair mé sgít[2] nó suaiṁneas le trí oiḋċe ⁊ trí lá, gur ṡuiḋ mé síos trom tuirseaċ annso ar ball, go ḃfaca mé tú ag dul tarm, ⁊ níor ḟan brón nó tuirse orm níos mó, ⁊ ní ḃéiḋ coiḋċe, má ḃíonn tusa liom. Is cuma liom fuaċt an ġeiṁriḋ, teas an tsaṁraiḋ, gaoṫ nó báisteaċ, sioc nó sneaċta, mar is tusa mo ġrian ⁊ mo ḃídean."

"Naċ milis a laḃruiġeas[3] na fir," ar sise, "aċt ṡaraoir naċ meallṫaċ a ḃíos siad go minic?"

"Ní'l sé sa mbiṫ ḃán," ar seisean, "an té a ḋ'ḟéadfaḋ a ḃeiṫ meallṫaċ leat-sa, a ríoġan."

---

[1] Ar an bpointe boise .i. an pointe ama, nó aimsire; bí ar bois nó ar láiṁ, nó i láṫair. Tá gaol ag pointe le point, is dóiġ.

[2] Is rest annso é.

[3] Labras, labrann.

"Is miṫiḋ ḋaṁ-sa ḃeiṫ ag imṫeaċt," ar sise, "tá an deireannas ann, ⁊ tá an drúċt ag tuitim. Tá súil agam go ḃfeicfiḋ mé arís tú go gairid. Slán ⁊ beannaċt leat."

Ṡín sí a lám ṁín ġeal ċuige, ⁊ d'imṫiġ sí. Giḋ go raiḃ dorċadas na hoiḋċe ag tuitim, ḃí oiread léarguis aige ⁊ go ḃfaca sé loinnir[1] i n-a súiliḃ, do líon a ċroiḋe le bród ⁊ le hátas.

Luiġ sé síos i n-aice leis an mbeirt óglác, ⁊ is gearr gur ṫuit codlaḋ suḃaċ sáiṁ air. D'ḟan mar sin go dtí lá ar n-a ṁáireaċ.

Ag éirġe an lae, ḃí leiṫ-ċéad marcaċ ag dul an bealaċ, eaċraiḋ ⁊ carbaid leóḃṫa ⁊ taoiseaċ ag marcuiġeaċt agá n-a gceann.

Ḋearc an taoiseaċ siar ṫairis.

"Cia 'n ṁoill sin oraiḃ?" ar seisean.

"Tá," ar siad-san, "triúr fear sínte annso i n-a gcodlaḋ."

"Cia 'n tsaṁail ḋe ḟearaiḃ iad?" ar seisean.

"Tá," ar siad-san, "ríoġ-ġaisgiḋeaċ i n-a ċuid arm ⁊ éideaḋ, ⁊ beirt óglác leis."

"Dúisiġ an ríoġ-ġaisgiḋeaċ," ar seisean, "⁊ abair 'leis tiġeaċt linn go hAlbain, ḋe ċongnaṁ ḋár muintir, ag troid i n-aġaiḋ na Románaċ."

"Tá sé i n-a toirċim[2] suain," ar siad-san, "⁊ ní tig linn a ḋúiseaċt."

"Tógiḋ go deas iad," arsan ceannṗuirt, "⁊ cuiriḋ i gceann ḋe na carbaid iad, ⁊ tugaiḋ liḃ ar an mbealaċ

[1] Loinnir = radiance.
[2] A "heap," or "trance," describing the state of the sleeper

sin iad. Má's ríoġ-ġaisgiḋeaċ Éireannaċ eisean, ní ḃéiḋ obaḋ[1] ar biṫ aige do ḋul linn, ⁊ b'ḟéidir gur géar a ḃeaḋ a ċongnaṁ a' teasdáil." Rinne siad iṁlaiḋ, ⁊ d'imṫiġeadar leóṫa.

Ní haiṫristear sgéala orra, nó go dtáiniceadar ċoṁ fada le Béal-Áṫa-Luain, ⁊ ċuireadar fúṫa ċois coille annsin.

Nuair a ḃí na laoċraiḋe ar fad i n-a gcodlaḋ, cé is muite[2] ḋo luċt ċoiméadta na gcapall ⁊ an ġárda, sin é an t-am ar ṁúsgail Eoċaiḋ ⁊ an ḃeirt ógláċ.

"Cia 'n t-aḋḃar a ṫáinic ann le go ḃfuilmuid annso?" ar seisean.

"Ní'l ḟios sin againn," ar siad-san.

Ṫáinic fear fíor-eolaċ ḋe'n ġárda ġlic ġusṁair ċuca, ⁊ laḃair sé:

"Ríoġ-ġaisgiḋeaċ Éireannaċ tusa?" ar seisean.

"Seaḋ," arsa Eoċaiḋ.

"Támuid ag éiliuġaḋ do ċonganta," ar seisean, "ag troid i n-agaiḋ na Rómánaċ ḋe ċongnaṁ ḋár muintir i nAlbain. Fuaireamar in do ċodlaḋ tú ⁊ níor ṁaiṫ linn tú ḋúiseaċt."

"Cia hí an óigḃean atá i n-a coṁnuiḋe sa bpáirt sin?" arsa Eoċaiḋ. "Ċonnaic mé tráṫnóna aréir í aċt ní raiḃ ḋe spás nó ḋe ionḃa[3] agam fiafraiġe ḋi cia hí."

Smaoiniġ an fear gárda, "Má imṫiġeann sé," ar sé leis féin, "béiḋ milleán orm-sa, ⁊ má ċosgui-

[1] eiteaċ, diúltaḋ.
[2] Cé is + mó + ḋe = cé smoite = except.
[3] Leisure time; ionḃaiḋ, of the older literature.

ġeann sé imṫeaċt, ní mise atá i n-ann a ċongḃáil'." Duḃairt sé annsin ós árd:

"Ní feasaċ mé óigḃean ar biṫ a ḃeiṫ ann; atá sé i gceist go mbíoḋ síḋe-ḃean ó'n mbruiġin dá feiceáil le deireannas na hoiḋċe ann, ag daoiniḃ a ḃíoḋ tuirseaċ, corṫa, de ḃárr aistir ḟada."

"Fad mo ċoise ní raċaiḋ mé liḃ níos fuide, go ḃfáġaiḋ mé amaċ i gceart cia hí. Is cuma liom síḋe-ḃean nó bean ṡaoġalta, aċt caiṫfiḋ mé í feiceáil."

"Is mór atá do ċongnaṁ ag teasdáil uainn," ars an fear gárda, "agus ní'l ríoġ-ġaisgiḋeaċ i nÉirinn a ḋiúltóċaḋ a ḋul linn, ag troid ar son ar muintire féin. Má imṫiġeann tú ar gcúl, raċaiḋ sgéala ar fud an dá oileán gur meaṫtaċt a ġlac tú; agus má ḟanann tusa i gcoṁluadar ban ar ócáid de'n tsaṁail seo, is ríoġ-ḃeag an t-ómós a ḃéas ag an óg-ṁnaoi ort, nuair a raċas tú ar t'ais ċuici. Ṫug t'aṫair féin Tréit-ḟear ort, ⁊ seo í an ócáid a ċruṫóċas má ṫug sé as t'ainm tú."

"Ní mar ġeall ar ṁeaṫtaċt nó ar ḋonas a ṫug m'aṫair an t-ainm sin orm-sa, aċt mar ġeall ar ġeanaṁlaċt ⁊ ar ġéar-ċneasdaċt. Ní raiḃ sé ariaṁ le ráḋ go ndeaċaiḋ mise ar gcúl i n-aimsir tagarṫa ná teangṁála, nó naċ raiḃ croiḋe leoṁain in mo ċliaḃ i n-aimsir cosgarṫa na fola—a' cosaint mo ṁuintire féin; ⁊ raċaiḋ mé liḃ, giḋ gur ḃ'é mo ḃás a ṫiucfaḋ as."

## CAIBIDIL II.—AN COGAḊ I n-ALBAIN.

An ṁaidin céadna dár tugaḋ ar siuḃal Eoċaiḋ mac rí 'nÉirinn, d'éirig an óigbean, ⁊ ṫáinic na mná coiṁdeaċta ċuici. 'Sé an t-ainm a ḃí uirri Eiṫne Áluinn inġean Rí Ċonnaċta.

"Cia hé an fear úd a casaḋ ḋúinn tráṫnóna indé?" ar sise.

"Ní maiṫ atá a ḟios sin againn," ar siad-san, "aċt do réir mar ṫugamar faoi deara, ó'n laoi a ċum sé ḋuit."

"Seaḋ, gur ar Teaṁair a ṫáinic sé?" ar sise.

"Go cinnte," ar siad-san, "⁊ b'ḟurusd' aiṫne ó n-a ḋeilḃ ⁊ déanaṁ, a ṁéin ⁊ a ṁóruaisleaċt, gur mac rí ⁊ árd-ḟlaiṫ a ḃí ann."

"Céard a ċas an bealaċ so é?" ar sise, "nó cia ndeaċaiḋ sé aréir?"

"Ní'l ḟios sin againn," ar siad-san.

"Raċaiḋ mé go dtí an áit céadna indiu," ar sise, "⁊ b'ḟéidir go ḃfuiġinn sgéala faoi."

Ċuadar go dtí an áit. Ní raiḃ duine ar biṫ ann rómpa, i n-aṁarc nó i n-éisteaċt, aċt ṫugadar faoi deara go raiḃ an talaṁ ⁊ an féar buailte, ⁊ lorg capall ⁊ lorg carbad, gaċa taoḃ ḋe'n áit.

"Is cosaṁail," arsa Eiṫne, "go dtáinic a ṡluaġ i n-a ḋiaiḋ, a páirṫe is go ḃfuil an talaṁ ⁊ an féar buailte mar so."

"Sin é is cosaṁail," ar siad-san.

Is gearr go ḃfacadar ċuca óglaċ dá muintir féin ar a dtugaidís Giolla Gusmar an tSléiḃe.

"Sgéala dúinn, a óglaiġ," ar sise, "a ḃfuil ḟios agad cia a ċuaiḋ le goiriḋ an bealaċ so?"

"Tá," ar seisean, "Cataċ Crógánta ó Ṡliaḃ Luaċra, a ḃí ag cruinniuġaḋ na ngaisgiḋeaċ le dul ċun troda leis na Róṁánaċaiḃ i nAlbain. Fuair sé ríoġ-ġaisgiḋeaċ ⁊ beirt ógláċ sínte i n-a gcodlaḋ annso, ⁊ ṫug sé leis iad."

"Cia hé an ríoġ-ġaisgiḋeaċ a fuaireadar?" ar sise.

"Níor fríṫeaḋ amaċ cia hé," ar seisean, "ḃí an triúr aca i n-a dtoirċim suain, ⁊ ní ṫiocfaḋ leoḃṫa ceaċtar aca a ḋúiseaċt. B'éigin dóḃṫa iad a ċur isteaċ i gceann de na carbaid, ⁊ a dtabairt leoḃṫa mar sin."

"A Rí dá ḃfóġnaim!" ar sise, "naċ mór an feall!" Ṫáinic na deóra i n-a súiliḃ annsin, ⁊ níor ḟéad sí labairt go ceann tamaill, le méid a cuṁa.

"An gcluin tú, a óglaiġ?" ar sí faoi ḋeireaḋ.

"Céard sin, a ríoġan?" ar seisean.

"Téiriġ," ar sise, "⁊ fáġ ógláċ eile, ⁊ tugaiḋ liḃ an dá eaċ is fearr dá ḃfuil ag m'aṫair, ⁊ bígiḋ leoḃṫa annso ar a' bpointe."

Ṫáiniceadar ċuici, ⁊ an dá eaċ aca.

"Imṫigiḋ liḃ go beó i ndiaiḋ an tslóiġ, agus," ar sí le Giolla Gusṁar an tSléiḃe, "tabair tusa an bráiġsiléad so ḋo'n Árd-ḟlaiṫ le sgéala uaim-se, ⁊ fan tú féin i n-éinfeaċt leis, nó go mbíḋ an cogaḋ réiḋ le sgéal a ṫabairt ċugam-sa, má éiriġeann tadaí ḋó. Coṁ luaṫ ⁊ casfar liḃ é, cuir an t-ógláċ eile

ar ais ċugam-sa le sgéal; aċt, ar a ḃfaca sib ariaṁ, ná hinnsiġiḋ do aonduine, cia a ċuir i dteaċtaireaċt siḃ."

D'imtiġeadar annsin, ⁊ níor tarraingeadar srian ariaṁ go dtáiniceadar suas leis an sluaġ, ag Srut na Maoile Mairḃe.

Ḃí Eoċaiḋ Mac Rí 'nÉirinn, ⁊ Cataċ Cróganta ag siuḃal araon[1] ar an mbán rómpa. Nuair a ċonnaiceadar an ḃeirt ṁarcaċ ⁊ cuḃar le béal na n-eaċ, "Cia a ċuir i dteaċtaireaċt siḃ?" arsa Cataċ.

"Níor ċuir duine ar bit," ar siad-san.

"Cia'n ċruaḋóg sin oraiḃ mar sin?" arsa Eoċaiḋ

"Ní'l tadaí," ar siad-san, "aċt baḋ ṁaiṫ linn sgéalta cogaiḋ a ḃeiṫ againn dár muintir féin."

D'imtiġeadar annsin, i measg na n-óglaċ eile, ⁊ is gearr go ḃfuair Giolla Gusṁar an tSléiḃe deis le dul ċun cainte go cúlráideaċ le Eoċaiḋ, gur innis sé dó 'ċ uile rud dár dubraḋ leis, ⁊ gur ṫug sé an bráiġsiléad dó. Ḃí an-áṫas, ⁊ luṫġáir an domain ar Eoċaiḋ annsin, gur ċuir sé fáil óir le sgéala ar ais ag Eiṫne, a' ráḋ gur beag an ṁoill a ḃeaḋ air féin, go dteagaḋ sé ar ais ċuici.

Ḃí an caḃlaċ faoi réir sa gcuan, ⁊ na luingis ar snáṁ. Ċuaiḋ na gaisgiḋiġ isteaċ ionnta, gur ġluaiseadar tar ġlas-ṁuir, go méiḋreaċ mór-ṁuiniġneaċ, anonn go hAlbain. Ní ḋearnadar stad nó coṁnuiḋe go ndeaċadar ċoṁ fada le cúirt Rí Alban.

---

[1] Pron. airéan.

"Beaḋ fáilte cóir ċarṫannaċ," arsa Rí Alban, "⁊ míle fáilte agam róṁaiḃ, mura dteagaḋ siḃ aċt ar cuairt, aċt tá dá oiread eile fáilte ag dul daoiḃ, ó ṫárla gur a' fóiriġin orm in mo ċruaḋ-ċás a ṫáinic siḃ."

"Ní luġa ná sin an ḟáilte a ḃeas againne roiṁ na Róṁánaċaiḃ," ar siad-san, "am ar biṫ is mian leoḃṫa a ṫeaċt ċugainn."

Ċaiṫeadar an oiḋċe sin go haoiḃinn ⁊ go siamsaṁail le ċéile, gur éirig Eoċaiḋ suas i n-a measg, ⁊ gur labair sé:

"Cia hiad so atá a' déanaṁ aois-ḋíoġḃáil do'n 'ileán fré ċéile? Tá sé i gceirt go ḃfuil ceannas aca anois ar ríoġaċtaiḃ an doṁain—ceapann siad naċ ḃfuil dream daoine ar biṫ i n-ann iad a ṫeangṁáil—baḋ ċeart go mbeaḋ eólas ní b'ḟearr aca ar Ċlannaiḃ Gaedeal. Is cosaṁail go ḃfuil Gealta, aṫair mór m'aṫar-sa imṫiġṫe as a meaḃair. Má's mar sin é, is dona an ċuiṁne atá aca. Aċt béiḋ cuiṁne go deó ar Ġealta, ⁊ ar na fíor-laoċraiḋe Éireannaċ a ḃí leis—béiḋ a gcliú ⁊ a gcáil dá n-aiṫris go lá luain an ḃráṫaiċ—gur b'iad aṁáin a ḃí i n-ann rit ⁊ ruaig a ċur orṫa so, nuair a b'éigin do 'ċ uile ríoġaċt eile géilleaḋ dóiḃ."

"Mo ġráḋ ṫú, a ṁic rí;" arsa Rí Alban. "Nár ṫigiḋ lagar ort. Tá dá oiread misniġ againn ó ṫáinic tú ċugainn. Béarfaiḋ mé duit ceannas ar mo ṡlóiġtiḃ féin."

"Ní éileoċaiḋ mé sin ort," arsa Eoċaiḋ. "Muna

ḃfuil fíor-laoċra Éireann i n-ann sgíṫ ṫaḃairt ḋo ḋo ċuiḋ fear, ḃeaḋ sé ċoṁ maiṫ aca fanaċt sa mbaile. Cia ṁéad gaisgiḋeaċ a ṫug tú leat, a Ċataiġ?"

"Gaisgiḋeaċ ⁊ trí fiċid," arsa Cataċ. "Is fear coṁlainn céad gaċ duine aca."

"Tá gaisgiḋeaċ le cois agad," arsa Eoċaiḋ, "aċt is fusa go mór na Róṁánaiġ a ṫroid, ná laoċ ar Éirinn ḟágail, a ċuireas suas do'n ċoṁrac."

"Ní bréag!" ar siad-san.

"Tá roinnt eólais agam-sa," arsa Eoċaiḋ, "ar an mbealaċ is gnáṫaċ le slóiġte na Róiṁe troid a ḋéanaṁ. Caiṫeann siad, i dtosaċ, gaoiṫe gaiṁṫeaċa, ċoṁ dlúiṫ le ciṫ sneaċta, le cur i n-a seasaṁ i n-ar sgiaṫaiḃ. Tugamuid ruaṫar fúṫa, ⁊ ní'l stróḃ ar biṫ orainn-ne, atá oilte i gcleasaiḃ lúṫa na nGaeḋeal, cromaḋ go talaṁ, ⁊ na gaoiṫe gaiṁṫeaċa a sgaoileaḋ ṫarainn."

Ṁoladar an fad an ċoṁairle sin, ⁊ ḃíodar faoi réir le haġaiḋ na troda lá ar n-a ṁáireaċ.

Ḃí sluaġ mór millteaċ ag na Róṁánaċaiḃ i n-a n-aġaiḋ, ⁊ iad ina seasaṁ go dlúiṫ daingean i n-éan líne aṁáin.

"Ní'l rud ar biṫ is mó is cosaṁail leis iad ná uillṗéist mór ḟada, sínte ar an talaṁ," arsa Cataċ.

"Téiġeaḋ duine againne," arsa Eoċaiḋ, "leis an gceann a ḃaint ḋo'n uillṗéist ḟada sin, ⁊ baineaḋ an duine eile againn an t-earball ḋi."

"Seaḋ," ar seisean, "⁊ téiġeaḋ na laoċra eile aga n-a lár le n-a sgoilteaḋ ó ċéile."

Rinneadar aṁlaiḋ, ⁊ ṫugadar ruaṫar forránaċ sanntaċ faoi na Róṁánaċaiḃ, gur ḃriseadar ⁊ gur réabadar an sluaġ mór tré ċéile, ⁊ duine ar biṫ a ṫáinic rómpa i n-a mbuilliḃ, ní raiḃ an dara buille a' teasdáil uaiḋ.

'Sé an ceann ḋe'n tslóġ a d'ionnsuiġ Eoċaiḋ an ċéad ċuid a ṫosuiġ a' teiṫeaṁ, ⁊ lean sé iad i ḃfad, ḋ'á dtreasgairt, go ndeaċaiḋ sé ar aṁarc na muin-tire eile. Lean Cataċ ⁊ na laoċra eile an ċuid eile ḋo'n tslóġ, nó gur ṁíleadar naċ raiḃ duine ar biṫ níos mó le leanaṁaint. D'ḟilleadar ar ais annsin go luṫġáireaċ ag Rí Alban.

Ṫárlaiḋ go raiḃ trí ṁíle fear ḋo na Roṁánaċaiḃ i suiḋeaċán i dtom coille, ⁊ nuair naċ ḃfacadar duine ar biṫ le Eoċaiḋ, aċt é féin, ċruinniġeadar tart air.

An ṁuintir a ḃí ar a aġaiḋ amaċ, ḃí sé ḋá leagan, ⁊ ní raiḃ an ṁuintir taoḃ ṫiar ḋe i n-ann a ṫiġeaċt suas leis. Ḋéanfaḋ sé a ḃealaċ amaċ asta meireaċ gur ḃriseaḋ a ċlaiḋeaṁ. Nuair a ċonnaiceadar sin ḋruideadar isteaċ air, le n-a ṁarḃaḋ ar áit na mbonn.

"Fóill, fóill!" ars an taoiseaċ a ḃí os a gcionn, "gaḃaiḋ ḋe láiṁ é—ní'l i ndán ḋó sin bás ḟáġail, go gclaoiḋtear é le beiṫiḋiġ éigcéill' na ḃfásaċ. Is iomḋa lá siamsa a bainfear fós as i bpríoṁ-ċaṫair na Róiṁe, ⁊ beiṫiḋiġ ḟiaḋána ḋá stiallaḋ."

Ġaḃadar annsin ḋe láiṁ é, giḋ gur ḃ'iomḋa duine aca a ḋ'ḟág sé ar lár le bun a ċlaiḋiṁ.

## CAIBIDIL III.—AR ṪÓIR EÓĊAḊ.

Is geárr go dtug na laoċraiḋe faoi deara[1] naċ raiḃ Eoċaiḋ Mac Rí 'nÉirinn i n-a measg.

"Cá ḃfuil Mac Caṫaoir?" arsa duine aca.

"Is geárr go ḃfeiciḋ siḃ é," arsa Caṫaċ, "ba dual[2] aiṫreaċa dó sin a ḃeiṫ ċun tosaiġ[3] a' ruagaḋ na náṁad, ⁊ ar deireaḋ a' filleaḋ ar ais; aċt is geárr go ḃfeiciḋ siḃ anois é."

Níor ḃfada go ḃfacadar ċuca Giolla Gurṁar an tSléiḃe, ⁊ é a' riṫ ar a ḋíċeall.

"Ó," ar seisean, "tá Eoċaiḋ i láiṁ[4] ag na Róṁánaċaiḃ. Ḃí sluaġ mór aca i suiḋeaċán[5] ⁊ ċruinniġeadar air, aċt ḃí sé dá dtreasgairt ⁊ dá leagan mar sgata éanaċa, nó gur ḃriseaḋ a ċlaiḋeaṁ. Ḋruideadar isteaċ ann sin air, gur ġaḃadar é de láiṁ.[6]"

Nuair a ċualaiḋ na gaisgiḋiġ an sgéal sin, leigeadar naoi ngárṫa cuṁa ⁊ d'ḟreagair na cnuic ⁊ na gleannta ar ais iad.

"Nár ṫéiġmuid slán a ḃaile go hÉirinn," arsa Caṫaċ, "má ḟágamuid duine aca beo sa n-oileán, má ġníonn siad doċar nó díṫ dó, aċt é a ṫaḃairt beo slán dúinn, sul dá dtéiġe an ġrian faoi anoċt."

---

[1] Taḃair faoi deara = notice, observe.

[2] Dual = *kind*, natural; ba dual aṫar dó = it was *kind* (after the manner of his) father for him.

[3] Ċun (= ċum) tosaiġ = i dtosaċ = in the front (rank).

[4] I láiṁ = taken, captured.

[5] I suiḋeaċán = in ambush, in wait

[6] De láiṁ = by laying hands on him.

Ann sin a ġluais na laoċraiḋe leoḃta go luaṫ tapa, 7 baḋ uaṫḃásaċ an t-aṁarc[1] le dearcaḋ air, na ríoġ-ġaisgiḋiġ sin, i n-a gcultaċaiḃ caṫa 7 cruaḋ-ċoṁraic, 7 a gclaiḋṁte claisleaṫana[2] cruaḋaiġe, 7 a ngaoiṫe géara gaiṁṫeaċa,[3] fastuiġṫe[4] go cruaiḋ teann aca ; 7 iad a' riṫ go dian dána deáġ-ṫapa, ar lorg na Roṁánaċ, 7 Giolla Gusṁar an tSléiḃe a' déanaṁ eolais an ḃealaiġ dóiḃ.

Dá ṁéid deifir dá ndeárnadar, ḃí na Roṁánaiġ istiġ go slán sáḃáilte sa dún rómpa.

Ḃuaileadar a sgiaṫa go cruaiḋ teann, agus d'ḟuagair siad caṫ 7 coṁrac orṫa ar áit na mbonn.

Ṫáinic an taoiseaċ amaċ ar ċiuṁais an dúna ċuca.

"A ċlaḋairí fealltaċa fíor-ġránda," ar siad-san, "agus a sprioráin ḟuaraċa, ní ḟágamuid ceann ar ċolainn, nó dún gan dearg-lasaḋ oraiḃ,[6] mar' gcuiriḋ siḃ ar ais ċugainn gan ṁoill an laoċ lán-ċalma, ar éiriġ liḃ a ṫógḃáil le feillḃeart."

"Tá sé fánaċ[7] agaiḃ dún daingean do'n tsaṁail seo a ionnsuiġe," ars an taoiseaċ, "7 má tá an oiread sin ḋe ġealtaiġeaċt[8] oraiḃ 7 go ḃféaċfaiḋ[9] siḃ leis——"

---

[1] An t-aṁarc = an feic = the scene, sight.
[2] Claisleaṫana = hollow, broad-bladed.
[3] Gaiṁṫeaċa = deadly, dangerous
[4] Fastuiġṫe = tightly held.
[5] Áit na mbonn = on the spot, where they stood, immediately.
[6] Oraiḃ = to your loss, detriment. Dóiġ sé an teaċ im' ṁullaċ, or mo ċionn = he burned the house over my head (*i.e.*, while I was within). Dóiġ sé an teaċ orm = he burnt my house (leaving me without one).
[7] Fánaċ = useless, foolish, ignorant, going astray. Tá sé fánaċ agaiḃ = 'Tis an ignorant thing for you to——.
[8] Gealtaiġeaċt = madness.
[9] Ḃféaċaiḋ = will try, attempt

"Leig ḋo do ċuid cainte," ar siad-san, "aċt sgaoil amaċ an fear ċugainn, aċt muna ndéanaiḋ siḃ sin, ġeoḃfaiḋ siḃ amaċ gur beag an ṁaiṫ ḋaoiḃ dún nó daingean."

"Is fearr ḋaoiḃ-se an cúirse a ġlacaḋ go réiḋ," ars an Róṁánaċ, "agus an sgéal a leigint ċugaiḃ. Má ḃuaileann duine agaiḃ-se buille taoḃ 'muiġ ar an dún, buailfear an dara buille taoḃ 'stiġ, leis[1] an gceann a ḃaint ḋo'n ḟear atá i láiṁ againn."

Ḃí Rí Alban a' teaċt ċuca an uair sin, ⁊ ċualaiḋ sé an ċuid deiriḋ ḋo'n ċaint.

"Tá ḟios agam-sa," ar seisean leis an taoiseaċ, "an rud atá uait, ⁊ ḃéarfaiḋ mé meáḋaċan Eoċaḋ ḋaoiḃ do'n ór ḃuiḋe, má tugann siḃ ar ais é."

"Tá roinnt staidéir[2] annad-sa," ars an taoiseaċ. "Aċt seo é dliġe na Róiṁe: duine ar biṫ a cuirtear i sáinn[3] nó i dteannta ar ṗáirc an ḃuailte, agus go ngaiḃtear[4] é le neart ⁊ le calmaċt muintire na Róiṁe, i rioċt is go gcaiṫfiḋ sé géilleaḋ ḋóḃta, ⁊ cara is coimirc[5] ḟáġail uaṫa, ní'l i ndán dó sin saoirse ḟáġail go mbainiḋ sé amaċ í, i bpríoṁ-ċaṫair na Róiṁe, a' troid le beiṫiḋiġ éigcéill'[6] na ḃfásaċ nó a' troid leis an muintir eile atá againn i ngéiḃeann."

---

1 Leis = for, in order to.

2 Staidéir = steadiness, sense, coolness, calculation.

3 I sáinn = "cornered."

4 Pron. here ngoitear.

5 Cara ⁊ coimirc = friendship and protection.

6 beiṫiḋiġ éigcéill' = wild beasts.

"Ḃéarḟaiḋ me a ṁeáḋaċan faoi ḋó[1] ḋaoiḃ do'n ór buiḋe ar uċt é a leigean amaċ," arsa Rí Alban.

Ḃí Eoċaiḋ ag éisteaċt leis an gcaint sin, ⁊ laḃair sé :—

"Ní ḃeiḋ sé le tráċt orm-sa, go gceannóċaḋ ór na ríoġaċtaiḋe mo ċeann ná mo ċoiméad beaṫa. Giḋ gur lag tláiṫ atá mé de ḃárr mo ċréaċtaiḋe a ḃeiṫ fuaruiġṫe, bainfiḋ mé mo ḟaoirse amaċ le coṁrac éin-ḟir, leis an ngaisgiḋeaċ is fearr d'á ḃfuil aca ; ⁊ mara[2] bfuil siad sásta sin a ṫaḃairt dom, tá mé toileaṁail ċun mo ḃáis, ⁊ déarfaiḋ mé liḃ-se, ḟíor-laoċraiḋe na hÉireann, mo ḃás a ḋíol go maiṫ ar na claḋaiṁiḃ seo."

"A' ḃfuil siḃ sásta coṁrac éin-ḟir a ṫaḃairt dó ?" arsa Caṫaċ.

"Déanfamuid an rud a ḃéas feileaṁnaċ,"[3] air an Rómánaċ, ⁊ laḃair sé go réiḋ socair, i rioċt is naċ gcloisfeaḋ Eoċaiḋ é, mar nár ṁaiṫ leis an t-ór a ċailleaḋ. "Ní'l sé i n-aġaiḋ dliġe na Róiṁe éiric a ġlacaḋ ar son duine atá i ngéiḃeann, ⁊ ní'l aiṁreas ar biṫ agam naċ mbéiḋ mé i n-ann socruġaḋ a ḋéanaṁ le Rí Alban. Ní gnáṫaċ linne coṁrac i ndiaiḋ coṁraic a ċur ar éinneaċ, nó duine atá i ngéiḃeann againn a ṫroid aṫ-uair,[4] giḋ go ḃfuil saoirse le fáġail ag daoiniḃ i mbraiġdeanas, ar uċt troda le ċéile. Cuireann sinn beirt aca a' troid

[1] faoi ḋó = twice.
[2] mara b. = muna b. = muna ḃ.——.
[3] feileaṁnaċ = oireaṁnaċ, fit, right, suitable, proper.
[4] Aṫ-uair = a second time.

sa Róiṁ, ⁊ an té a ṁarḃuiġeas a ċéile coṁraic, tá saoirse le fáġail aige. Aċt tá baraṁail agam go socróċaiḋ mé féin ⁊ Rí Alban an cúrsa le ċéile, i rioċt is naċ mbéiḋ cáll air a ḋul ḋo'n Róiṁ.

“Ná raiḃ bail oraiḃ, a ċlaḋairí cama,” arsa Cataċ. “Siḃ-se a ḃeiṫ ag iarraiḋ ceannas an doṁain a ḃeiṫ agaiḃ! Cuireann siḃ daoine atá i ngéiḃeann a' coṁrac le ċéile, ⁊ faitċeas oraiḃ féin duine aca a ṫeangṁáil[1] le gníoṁ gaisge. Ní ṡásann sé sin siḃ go gcuirfiḋ siḃ isteaċ iad i measg beiṫiḋeaċ éigcéill' na ḃfásaċ, ⁊ gan ainṁiḋe ar biṫ ċoṁ dona liḃ féin—aċt ní'l aon ḃaoġal orainn-ne go leigfeamuid ḋaoiḃ feall a ḋéanaṁ ar ḟior-laoċ Éireannaċ. Mura ḃfuil siḃ sásta coṁrac éin-ḟir a ṫaḃairt dó, ní ḟágfamuid duine agaiḃ beo an ḋruim na talṁana.”

“Fuiris[2] ort mar sin,” ars an taoiseaċ, “go nglacaiḋ mé coṁairle le mo ṁuintir. Ná bíoḋ imniḋe oraiḃ, naċ ndéanfamuid-ne gaċ níḋ go feileaṁnaċ cneasda, mar is dual do ṁuintir na Róiṁe.”

D'imṫiġ sé annsin, ⁊ glaoiḋ sé ċuige sean-draoi, a ḃíoḋ a' baint ṁeaḃraċ as éanaċaiḃ.

“Céard is fearr ḋúinn a ḋéanaṁ sa gcúis seo?” ars an taoiseaċ.

“Níor ṁór ḋuit,” ars an draoi, “ceann aon ġaisgiḋiġ aṁáin i n-éiric do ṁuintire a ṫuit leis-sean ⁊ le n-a ċáirdiḃ, ⁊ taḃair coṁrac éin-ḟir ḋó ⁊ béiḋ a

[1] ṫeangṁáil = to face, meet, touch.

[2] Fuiriġ = san.

ċeann agad. Ní gníoṁ gaisge, nó cruas[1] claiḋiṁ a ċlaoiḋfeas é, aċt tuirse ṫrom ⁊ soilsiuġaḋ soluis."

"Cialluiġ sin dom," ars an taoiseaċ.

"Ciallóċad," ar seisean. "Ḃí sgata éanaċa agam indé, ⁊ ċuir mé a' troid iad. Ḃí ceann aca—éan mór meargánta[2]—⁊ gob géar air, naċ ḃfágfaḋ fuiġeall buille nó béime, do'n ċéad iarraiḋ, agus ṁarḃuiġ sé suas le céad ḋe na héanaċaiḃ eile. Ar maidin indiu las mé solas fó n-a ċeann, nó go raiḃ a ṡúile beagnaċ dallta agam. Ċuir mé éan mór eile annsin a' troid leis, ⁊ nuair naċ raiḃ radarc maiṫ aige, ní raiḃ sé i n-ann sáṫaḋ ar biṫ a ċur i gcion.[3] Ḃí sé tuirseaċ sáruiġṫe ḋe ḃárr troda ar feaḋ ḋá lá ⁊ 'ċ uile ġob a ḃuailfeaḋ an t-éan i n-a aġaiḋ, ḃí sé ḋ'á ċur i gcion, ⁊ a' breiṫ buaiḋ air i leaḃaiḋ a ċéile,[4] gur ṁarḃuiġ sé faoi ḋeireaḋ é."

"Cialluiġ bríġ an sgéil sin dom," ars an taoiseaċ.

"Ciallóċad," ars an draoi. Ṫosuiġ an ḃeirt aca a' cogarnuiġil le ċéile. Ṫar éis tamaill, d'imṫiġ an taoiseaċ, go lán-tsásta i n-a aigneaḋ, go dtí na laoċraiḋe Éireannaċa, ⁊ duḃairt leoḃṫa go ḃfágfaḋ sé Eoċaiḋ mac Rí 'nÉirinn i ḃfiaḋnaise an dá ṡlóġ i n-imṫeaċt[5] na hoiḋċe, ⁊ go raiḃ duine fáiġṫe aige féin, le comrac éin-ḟir a ṫaḃairt dó, lá ar na ṁáireaċ.

---

[1] Cruas = valour, fighting.

[2] meargánta = spirited.

[3] Ċur i gcion = "to drive home," to cause to be felt

[4] i leabaiḋ a ċéile = gradually.

[5] i n-imṫeaċt = throughout, during.

## CAIBIDIL IV.—AN COṀRAC ÉIN-FIR.

Ḃí go maiṫ. Nuair a ṫáinic an ṁaidin, ⁊ gur ḟoill-siġ an ġrian amaċ le solas an lae ġil ḃreáġ, d'éiriġ amaċ ógláċ de ṁuinntir na Róiṁe, ⁊ ṡeas sé ar ḟaiṫċe an dúna.

Ṫóig sé an beann-buaḃaill, ⁊ ṡeinn sé í ós íseal ⁊ ós árd, i bḟiaḋnaise an dá ṡlóġ.

Ḋ'éiriġ Eoċaiḋ amaċ, ⁊ ṡeas sé ar ḟaiṫċe an dúna, ⁊ baḋ ṁaiseaċ mear-lúṫṁar a ḋearc sé i n-a ċulaiḋ ċaṫa, ag feiṫeaṁ le n-a ċéile coṁraic.

D'éiriġ gaisgiḋeaċ na Róiṁe amaċ, ⁊ é gléasta i lúireaċ lán-ṡoillseaċ Loċlannaċ, ⁊ caṫbarr lonnraċ líoṁṫa ar a ċeann, ⁊ ní raiḃ ordlaċ ḋá ċorp naċ raiḃ clúduiġṫe le héideaḋ pláta a ḃí ag deallraḋ sa ngréin.

D'ionnsuiġ[1] na fir a ċéile annsin, go fíoċṁar feargaċ, ⁊ go te teann; ⁊ ní raiḃ aon iarraiḋ[2] ḋ'á dtugaḋ Eoċaiḋ faoi'n Rómánaċ naċ síleaḋ laoċraiḋe na hÉireann go bḟágfaḋ sé sínte é. Aċt ṫugadar faoi deara naċ raiḃ na builliḋe ag dul i gcion[3], ⁊ rinneadar iongantas mór de.

Is aṁlaiḋ a ṫárluiġ, ḃí solas ag deallraḋ i n-a ṡúiliḃ gaċ uile ṁóiméad, ⁊ ċaillfeaḋ sé aṁarc ar an Rómánaċ, ⁊ ní ḟéadfaḋ sé sáṫaḋ nó buille ar biṫ a ċur i gcion.

---

[1] D'ionnsuiġ = attacked.

[2] Iarraiḋ = attempt.

[3] Ag dul i gcion = being felt, ċuir sé i gcion é féin, he made himself felt.

D'ḟan mar sin go dtí meaḋón lae. "Ó," arsa Rí Alban, "is cosaṁail go bḟuil tuirse ⁊ díṫ suain ag goilleaḋ ar ṁac Ċaṫaoir, ⁊ tá dul ag an Róṁánaċ air.[1]"

Ḃí Giolla Gurṁar an tSléiḃe ag faire go grinn, ⁊ d'aiṫin sé ar agaiḋ ⁊ éadan na Róṁánaċ go raiḃ feall d'á imirt aca. Faoi ḋeireaḋ ṫug sé faoi deara céard a ḃí ar bun.[2]

Riṫ sé anonn ag an duine ba goire ḋó ḋe laoċraiḃ na hÉireann, fear a dtugaidís Liagán Láiṁ-éaċtaċ air.

"Ó," a deir sé, "tá feall d'á imirt aca—tá ḋáréag aca i bḟalaċ, ⁊ sgáṫán ag gaċ duine aca, ⁊ iad a' steallaḋ[3] solais na gréine i súiliḃ ṁic an ríoġ."

"Taḃair ṫusa ċugam beart[4] de ġaṫannaiḃ géara," arsa Liagán, "⁊ is gearr go múċaiḋ mise an solas."

Ṫug sé sin ċuige, ⁊ ċaiṫ Liagán na gaṫanna go fíor-ġlic deáġ-ṫapa, go ndearna sé cunuas[5] de na sgáṫánaiḃ i láṁaiḃ na Róṁánaċ, ⁊ gur ċuir sé gaṫ trearsna ṫré gaċ duine aca, ⁊ d'ḟág sé greamuiġṫe do'n talaṁ iad.

Ar an móiméad céadna, ṫug Eoċaiḋ buille feargaċ tobann i gcoṁair[6] an Róṁánaiġ ⁊ sgiob sé an ceann de.

---

[1] Tá dul ag an Róṁánaċ air = the Roman is overcoming him
Ċuaiḋ agat orm an uair sin = you overcame me that time

[2] Ar bun = ar siuḃal = being done, going on.

[3] Steallaḋ = pouring, spilling forcefully.

[4] Beart = a bundle, parcel.

[5] Cunuas = cunús = refuse, waste.

[6] I gcoṁair = fá ċoṁair = for, aimed at, at.

Nuair a ċonnaic na hÉireannaiġ sin, ċuireadar suas gáir ṁaoiḋte,[1] ⁊ ṡéideadar a ndoir.[2]

D'éiriġ Liagán de ċrannaiḃ a ċraoisiġe, go ndeaċaiḋ sé isteaċ de léim ṫar sonnaċ an dúna, ⁊ rug sé ar láiṁ go croiḋeaṁail caṗtannaċ ar Eoċaiḋ.

"A laoċraiḋe na hÉireann," ar seisean annsin, "má's mian liḃ sásaḋ feille a ḃaint amaċ, leanaiḋ mise, ⁊ ní ḟágfamuid duine aca beó ar ḋruim na talṁana."[3]

D'ionnsuiġ Liagán ⁊ Eoċaiḋ na Rómánaiġ annsin, ⁊ is gearr go raiḃ na gaisgiḋiġ eile isteaċ ċuca tar ṡonnaċ an dúna, ⁊ ṫosuiġ na Rómanaiġ ag riṫ amaċ an taoḃ eile do'n dún. Lean na hÉireannaiġ iad, ⁊ ḃí Eoċaiḋ leoḃṫa ċoṁ maiṫ le duine, go rug Liagán ar ġualainn air.[4]

"Ní ḟeileann[5] sé seo duit-se," ar seisean, "tá tú a' taḃairt fola[6] ar do ċneaḋaċaiḃ."

Baḋ ṁaiṫ le Eoċaiḋ dul ar aġaiḋ, aċt ní ġlacfaḋ Liagán sin uaiḋ, aċt ċuir sé ialaċ[7] air suiḋe síos, gur ċeangail sé a ċréaċtaiḋe. D'ḟan siad mar sin, go dtáinic na gaisgiḋiġ eile suas ċuca.

Filleaḋ ḋóiḃ[8] go cúirt rí Alban, is beag naċ ndeaċaiḋ Eoċaiḋ ó ṡiuḃal, le a raiḃ d'ḟuil caillte aige.

---

[1] gáir ṁaoiḋte = a shout of congratulation.
[2] a ndoir = their war-horns
[3] na talṁana = na talṁan = an talaiṁ.
[4] Rug L. ar g. air = L. caught him by the shoulder.
[5] ní ḟeileann = ní oireann = does not suit, fit.
[6] ag taḃairt fola = bleeding.
[7] ialaċ = d'ḟiaċaiḃ = he compelled him.
[8] filleaḋ ḋóiḃ = ag filleaḋ ḋóiḃ = on their return.

Ċuir Rí Alban coróin ríoġḋa ar a ċeann ar uċt buaiḋ ḟaġáil i gcoṁrac éin-ḟir, mar ba ġnáṫaċ 'san aimsir sin.

Ḃí siad ar fad le dul a ḃaile go hÉirinn gan ṁoill, aċt ċuireadar coṁairle ar Eoċaiḋ fanaċt bḟuil[1] rí Alban go mbéaḋ a ċréaċtaiḋe cneasuiġṫe.[2]

Nuair a ċualaiḋ Giolla Gurṁar an tSléiḃe sin, duḃairt sé leis féin: "Raċaiḋ mise a ḃaile ċun tosaiġ[3] orra, ar ḟaitċeas go gcloisfeaḋ Eiṫne Áluinn sgéala go raiḃ sé loitte, ⁊ go nglacfaḋ sí cuṁa ⁊ imniḋe."

D'imṫiġ sé leis annsin, ⁊ ní ḋearna sé stad nó coṁnuiḋe go ndeaċaiḋ sé go cúirt Rí Ċonnaċta.[4]

Nuair a ċonnaic Eiṫne a' tiġeaċt é, sgannruiġ sí "A bḟuil Eoċaiḋ a' teaċt a ḃaile beó slán?" ar sise.

"Tá," ar seisean, "aċt go mbéiḋ beagán beag[5] moille air." D'aiṫris sé iomlán an sgéil di annsin.

Ḃí Eiṫne go brónaċ dóláraċ nuair a ċualaiḋ sí an rioċt ina raiḃ sé, ⁊ do ċaoi sí na frasa diana deór anuas le méid a cuṁa.

"Ní'l áḋḃar imniḋe nó cuṁa agat," ars an giolla, "aċt uġdar luṫġáire ⁊ riméid faoi go dtáinic sé slán ó'n nguais[6] ina raiḃ se."

---

[1] bḟuil = i bḟuil = in company with, i bḟuil sé = in company with him; i bḟuil or i buil = mar a bḟuil = in the place, in which place, i buil or i bḟuil ?

[2] cneasuiġṫe = healed, cured.

[3] ċun (= ċum) tosaiġ = i dtosaċ = before, in front of, "first of."

[4] The common *gen.* form in Connacht.

[5] beagán beag = just a little, a very little.

[6] danger.

"Ó éist liom," ar sise, "imṫiġ uaim go fóill go sásuiġiḋ mé mo ċroiḋe, ⁊ go gcaoiniḋ mé mo sáiṫ."

Fágaḋ í i n-a haonar annsin, ⁊ duḃairt sí an laoi:

Ní haoiḃinn maidin níos mó,
  Le ceól is le ceileaḃar na n-éan,
Agus béiḋ mé faoi ḃrón
  Ag neóin 's ag deireaḋ an lae,
Ó himriġeaḋ ar mo stór
  Le fóirneart 's le falsaċt ro-ġéar,
An té a ḃí calmaċ sa ngleó,
  Go cóir is go teaċtṁar liom féin.[1]

Tá an saoġal ar fad uaigneaċ
  Nuair a ġluaiseas an solas gaċ lá;
Nuair a ṡéideas gaoṫ 'dtuaiḋ
  Go cruaiḋ mar ṫagann sí tráṫ,
Le neartuġaḋ an ḟuaiċt
  Bíonn duḃaċan is meaṫaḋ ar an mbláṫ
Is béiḋ neartuġaḋ na cuṁa
  Do mo ḃuaiḋreaḋ feasta go bráṫaċ.

Má tá bríġ is an ngréin
  Le Céaċta a's le Fásaiḃ an Ċoll,
Íocṡláinte sa saoġal,
  Nó éifeaċt i leáġaiḃ na ḃFionn,
Raċaiḋ mé féin,
  Go ndéanaḋ, gan ċuideaċtain liom,
A ṁín-ċneas ġeal tréiṁ
  Slán ó ċréaċtaiḃ, gan ċolm dá gcionn.

Ṫar éis páirte na laoi sin di, ċuir sí fios ar an nGiolla Gusṁar, go ḃfáġaḋ sí tuilleaḋ tuairisge uaiḋ.

Ṫug seisean sin di, gan easnaḋ[2] gan áiḋḃéil.

[1] Féin, pron, péin.
[2] Sa tsean-aimsir bíoḋ sé i gceist go raiḃ buaiḋ áiriṫe ag Coll, Céaċta ⁊ Grian (Coll, *m.* indecl.).
[3] Easnaḋ = deficiency.

"Cia'n tsaṁail[1] de ḋaoiniḃ atá i dteaġlaċ Rí Alban?" ar sise.

"Fir aigeanta ⁊ mná mánla," ar seisean, "⁊ inġean a rug bárr áilne[2] ar ṁnáiḃ na ríoġaċta, ⁊ 'sé an t-ainm atá uirri Maiġne na Mín-ġile, Aoileann na hAlban."

"Slán an sgéal,"[3] ar sise, "aċt cia'n tsaṁail de ċruṫ ⁊ déanaṁ atá uirri?"



## CAIBIDIL V.—TEAĊT A-ḂAILE GO hÉIRINN.

"BÉARFAINN duit, a ríoġain," ars an Giolla Gus-ṁar, "tuairisg iomlán ar ċruṫ ⁊ déanaṁ Ṁaiġne na Mínġile, dá mbaḋ toil leat é a ċloisteáil."

"Tuairisg iomlán atá mé iarraiḋ," adubairt sise, "agus aiṫris dom é."

"Aiṫreósad sin duit, a ríoġan," ars an Giolla. "Ní gan fáṫ a bairdeaḋ Mín-ġile uirri, mar is gile a cneas ná an eala ar an gcuan. tá a leacaiḋe mar an lile, a gruaiḋ níos deirge ná an rós, rosg a súl ċoṁ gorm leis na spéarṫaiḃ lá foġṁair, ⁊ ċoṁ lonnraċ leis na réaltaiḃ oiḋċe ġlan ġeiṁriḋ, ⁊ ċoṁ macánta le maidin ċiúin ċeóṁair sa saṁraḋ, ⁊ tá gruag ombra órḋa a cinn ina dualaiḃ go féar léiṫe ⁊ níor molaḋ óigbean ariaṁ i ndántaiḃ na nGaeḋeal a mb'fearr an aġaiḋ uirṫi molaḋ a faġáil ná í, ⁊ ċualaiḋ mé na laoċraiḋe dá molaḋ go mór."

[1] Cia'n (= cia an) tsaṁail = what sort of, "**what like.**"
[2] Rug bárr áilne = surpassed in beauty, rug sí bárr (*i.e.*, buaḋ) áilne.
[3] Slán an sgéal, also slán an sgéalaiḋe, for go mba slán an sgéalaiḋe, said to a person who brings good news.

"Na laoċraiḋe?" ar sise, "cia haca?"

"Ċualas," ar seisean, "⁊ go háiriṫe Caṫaċ Crógantа, mar ġlac sé féin ⁊ í féin spéis ṁór d'á ċéile; ḃí seisean a' cur a ḋúṫraċta i n-uṁal di ⁊ ise a' tabairt a gnaoi ḋó mar an gcéadna."

"Tá mé buiḋeaċ ḋíot; is maiṫ a rinne tú do ṫeaċtaireaċt, ⁊ ní ḋéanfaiḋ mé dearmad luaċ-saoṫair ṁaiṫ a ṫabairt duit."

Nuair a d'imṫiġ an Giolla Gurṁar, "Is gearr," ar sise, "ó ḃí Caṫaċ a' cur a ḋúṫraċta i n-uṁal dam-sa; ní'l ḟios agam a' gcualaiḋ sé tada a d' aṫróċaḋ é. Baḋ ṁaiṫ lem' aṫair cleaṁnas a ṡocruġaḋ eadrainn ḟreisin, aċt ní fearr liom anois bealaċ ḋá mbéaḋ an sgéal ná tá ṫ'réir cloiste agam."

D'ḟan na laoċraiḋe Éireannaċ níḋ b'ḟuide ná ḃí leagṫa amaċ aca i dtosaċ—d'ḟanadar i bḟuil Rí Alban, óir duḃairt seisean leóḃṫa :

"Is cuairt ġearr anróiteaċ gan trásaṁ atá déanta agaiḃ go dtí seo, ⁊ is fairsing flaiṫeaṁail an ḟáilte atá agam-sa roṁaiḃ le fanaċt liom go ceann lae ⁊ bliaḋna, ⁊ má ṫéiġeann siḃ a-ḃaile coṁ luaṫ seo, déarfaiḋ feara Ḟáil gur dona an aoiḋeaċt a ṫug mé ḋaoiḃ, ṫ'réir a ndearna siḃ dom."

"Fanfamuid," ar siad-san, "go mbíḋmuid a' dul a-ḃaile i gcuideaċt, ⁊ go mbíḋ Eoċaiḋ mac Caṫaoir i n-ann a ḋul linn. Giḋ gur tinn treáinneaċ a ḃí sé aréir is mór a táinic sé ċuige féin ó soin."

"Ní'l ann," arsa Liagán, "aċt go mbéiḋ sé i n-ann a ḋul a-ḃaile i gcoṁair Féise na Teaṁraċ faoi

Lugnas, ⁊ tá súil againn go dtiocfaiḋ tú féin ⁊ do ċoṁluadar linn go hÉirinn ar an ócáid sin."

Ċaiṫeadar an aimsir annsin go haoiḃinn le ċéile a' seilg imeasg cnoc ⁊ gleannta na hAlban. Ḃíodar lá a' teaċt a-ḃaile ó'n tseilg ⁊ ċasaḋ Cataċ agus Liagán agus uiṁir eile ḋe na laoċraiḃ ar a ċéile.

"Is aoiḃinn áluinn an tír í seo," ars Liagán, "leis an loinnir atá ar ċnoc ⁊ ar ġleann, ⁊ baḋ ṁór an ḋiṫċéille ḋúinn gan tamall a ċaiṫeaṁ ann."

"Is áluinn an tír í go cinnte," arsa Cataċ," "aċt is fada liom-sa go dtéiḋiḋ mé a-ḃaile."

"Is fada mar ḋóig-ḋe," arsa Liagán: "Ḃa córta go mór ḋaṁ-sa deifir a ḃeiṫ orm a-ḃaile, óir a d'ḟág mé bean ⁊ clann i mo ḋiaiḋ, seaċ's tusa atá annseo i bḟuil do ċéile ⁊ do ċliaṁain."

"I bḟuil mo ċéile ⁊ mo ċliaṁain!" arsa Cataċ, "cia hiad mo ċéile ⁊ mo ċliaṁain?"

"Anois, a Ċataig," arsa Liagán, "is dona a ṫagann sé ḋuit-se a ḃeiṫ a' leigean ort féin naċ dtuigeann tú mé, ⁊ fios maiṫ agam-sa ⁊ ag 'aċ aon duine annseo ċoṁ mór ⁊ tá tú féin ⁊ inġean Rí Alban le ċéile."

"Is mór atá siḃ a' dul amuḋa, d'oile," arsa Cataċ, "támuid carṫannaċ le ċéile dearḃta, aċt ní'l aon ḋúil agam an brat pósta a ċur uirṫi—ní ḋá loċtuġaḋ atá mé, óir is deacair a samail a ḟaġáil—aċt b'ḟearr liom inġean atá ag Rí Ċonnaċta; casaḋ liom í nuair a ḃí mé ṫiar ann ag cruinniuġaḋ na ngairsgiḋeaċ, sul dá dtáiniceamar i leiṫ annseo,

Nuair atá bean in mo ṫír féin a ṫaiṫniġeas liom, a Liagáin, ní go hAlbain baḋ ċóir dom a ṫeaċt a ṫóraiġeaċt mná."

"Ní ḋéanfainn dealuġaḋ ar biṫ idir Éirinn agus Albain," arsa Liagán, "mar naċ ḃfuilmuid-ne agus iad-san beagnaċ ar aon ċineaḋ le ċéile, seaċas daoine eile naċ ḃfuil gaol ná dáiṁ againn leóḃṫa, ⁊ dá mbéaḋ dúil agam-sa dealuġaḋ a ḋéanaṁ idir an dá ṫír, ní mar sin a ḋéanfainn é, aċt ḃéarfainn na mná is áilne uaṫa anonn go h-Éirinn, i rioċt as go mbéaḋ sgoiṫ na nGaeḋeal i n-ar dtír féin, ⁊ a Ċaṫaiġ, ó ṫárla a' caiṫeaṁ an oiread sin dúṫraċta léiṫe ṫú, ní móide gur fearr a ḋéanfá do leas ná cleaṁnas a ċeangal léiṫe."

"Dar mo ḃriaṫair," a Liagáin, "tugaḋ as t'ainm ṫú nuair a bairdeaḋ 'Láṁ-éaċtaċ' ort, óir feicṫear dom féin, dá mbéaḋ ḟios go raiḃ teanga ċoṁ sleaṁain sgafánta sin agat, naċ as gníoṁ do láiṁe a ḃeiṫeá ainmniġṫe."

"Nár ṫéiġiḋ me slán a-ḃaile go hÉirinn," arsa Liagán, "mar' dtugaiḋ mé féin cuireaḋ 'un Ḟéise na Teaṁraċ do ingean an Rí, mar ndéanaiḋ tusa é, ⁊ tá mé a' dul amuḋa go mór nó is beag a ġoillfeas earbaiḋ do ċoimirce uirṫi imeasg laoċraiḋe na hÉireann."

"Tig leat cuireaḋ ⁊ fiċe a ṫabairt, má is maiṫ leat é, aċt ní'l cáll agat leis, óir tá sé geallta aici ceana ḋaṁ-sa a ṫigeaċt 'un na Ḟéise."

Is gearr go raiḃ Eoċaiḋ Mac Rí 'nÉirinn i n-ann a ḋul amaċ sa treilg ⁊ níor ḃ'ḟada go raiḃ sé ċoṁ maiṫ is ḃí sé riaṁ.

Ba ṁór leis fanaċt i gcóṁair Féise na Teaṁraċ mar ba ṁaiṫ leis ḋul a ḃaile go hÉirinn ar ḟaitċeas naċ dtiocfaḋ Eiṫne go dtí an Ḟéis. Duḃairt sé le Rí Alban go raiḃ cruaḋóg ṁór air le dul go hÉirinn ⁊ naċ ḃféadfaḋ sé fanaċt níḋ ḃ'ḟuide.

"Tá maiṫe ⁊ mór-uaisle mo ríoġaċt-sa ag dul ag an ḃFéis," ars an rí, "⁊ ní'l níḋ ar biṫ is mó a ċuireas fonn orm a ḋul ann ná mac t'aṫar-sa ḃeiṫ linn, ⁊ is mór orm naċ ḃfanfá leis na laoċraiḋe eile go mbéaḋmuist ar fad i gcuideaċt."

"Dá ḃféadainn sin a déanaṁ," arsa Eoċaiḋ, "ḃaḋ ṁaiṫ liom é. Aċt ní ṫig liom; ní móide go ḃféadainn-se fanaċt ag an ḃFéis, mar dtéiġiḋ mé a-ḃaile anois."

"Is mór é mo ḃuiḋeaċas duit-se," ars an rí, "⁊ rud ar biṫ a iarras tú orm ḃéarfaiḋ mé duit é."

"Ní éileoċaiḋ mé tada ort," arsa Eoċaiḋ, "aċt tú féin ⁊ do ċlann ḟeiceáil ag an ḃFéis, ⁊ naċ ndéanfaiḋ siḃ faillíġe a ḋul ann."

D'ioḋlaic an rí ⁊ mór-uaisle a ċúirte ⁊ na laoċraiḋe Éireannaċ go dtí an cuan é, ⁊ ḃí Rí Alban ag taḃairt bronntanais óir ⁊ airgid dó.

"Ní ġlacfaiḋ mé ór ná airgead uait, a rí," ar seisean, "ní maoin ná saiḋḃreas a ṫanntuiġ mise ariaṁ, aċt a' foġluim gníoṁarta gaisge ⁊ do m'oil-eaṁaint féin i gcleasaiḃ lúṫa an nGaeḋeal. Ḃí

maoin ⁊ dúṫaiġ agam ó m'aṫair, aċt d'ḟág mé ar ċoiṁéad duine eile iad, ⁊ ní'l mé ina ndiaiḋ air, cibé buntáiste ḟéadfas sé a ḃaint asta, go mbíḋ mé féin faoi réir le aire a ṫaḃairt dóiḃ."

Duḃairt Liagán Láṁ-éaċtaċ go raċaḋ sé féin ḋe ċoṁluadar leis, "óir is mór liom," ar seisean, "tú a ḃeiṫ ag imṫeaċt leat féin gan duine ná deóraiḋe in do ċuideaċtain, aċt do ḃeirt ógláċ, ⁊ ó ṫárla cruaḋóg ort le himṫeaċt, ní doċar ḋuit mise a ḃeiṫ leat, ⁊ ḃéaḋ cuma orm uair a' ċluig a ċaiṫeaṁ annso ido diaiḋ."

"Ná raiḃ an oiread sin ḋe ṫinneas bliaḋna ort," ars Eoċaiḋ, "baḋ ṁaiṫ é do ċoṁluadar níos fuide ó ḃaile."

D'ḟág an dís deáġ-laoċ sin céad slán ⁊ beannaċt ag rí ⁊ mór-uaisle Alban ⁊ agá n-a muinntir féin, ⁊ ní ḋeárnadar stad ná mór-ċoṁnuiḋe go dtáinic-eadar go cúirt Rí Ċonnaċta.

Ḃí fearaḋ na fíor-ḟáilte rompa annsin ⁊ má's tuirseaċ traoċta a ḃíodar, is meiḋreaċ mear lúṫṁar a rinneaḋ iad.

Le nuaḋ gaċ biaḋ, le sean gaċ óil
I miasaiḃ criostail, i gcuaċaiḃ óir,
Le caoineas coṁráiḋ, saiġneas sáiṁ,
Suaiṁneas codlata go lá.

Agus ní lúġa an lúṫġáir ⁊ ullġárdas a ḃí ar Eiṫne roiṁ Ṁac Rí 'nÉirinn ná ḃí air-sean í a ḟeiceáil arís, gur ċaiṫeadar ag congḃáil coṁráiḋ le ċéile an oiḋċe sin an ḟad is ḃí Liagán ag aiṫris do'n rí imṫeaċta na laoċraiḋe i n-Albain.

# CAIBIDIL VI.—TÓRUIĠEAĊT ÉIN NA GCÚIG NDAṪ.

Caiṫeadar seaċt n-oiḋċe agus seaċt lá ag fleiḋ agus féasta i gcúirt Rí Ċonnaċta; agus tuig gaċ uile ḋuine sa gcúirt cia'n t-áḋḃar a ḃí ag Eoċaiḋ Mac Rí 'nÉirinn ag teaċt go dtí iad; agus ḃí baraṁail ag an rí gur ag iarraiḋ a inġine mar ṁnaoi ṗósta a ṫáinic sé, aċt níor ċuir sé ċuige nó uaiḋ, aċt fanaċt go laḃruiġeaḋ sé féin.

Fá ḋeireaḋ, nuair a ċeap Eoċaiḋ go raiḃ 'ċ uile níḋ córaċ feileaṁnaċ, ċuaiḋ sé ċun cainnte leis an rí, agus duḃairt sé:—

"Ní caḃair ḋom fanaċt níos fuide gan innseaċt duit, a rí," ar seisean, "fios áḋḃar mo ṫurais; agus gurb-éard a ṫug annseo mé, go ḃfáġainn t'inġean mar ṁnaoi, óir ní'l sa ríoġaċt bean is annsa liom ná í."

"Dá ḃfantá níos fuide ag mo ċúirt," ars an rí, "ní ċuirfinn féin ceist ort, agus ní ḟiafróċainn díot céard a ṫug an bealaċ tú. Ní ḟéadfainn aon loċt a ḃeiṫ agam ar ṁac t'aṫar mar ċliaṁain, aċt ní ṫig liom, 'na ḋiaiḋ sin, aon ċleaṁnas a ḟocruġaḋ leat fá láṫair, agus innseóċa mé duit cia'n t-áḋḃar:

An oiḋċe a rugaḋ Eiṫne, ṫáinic árd-ollaṁ ar cuairt ċugam. Ḃí sé i n-a ṡeanḟear ċríon liaṫ—agus ṫáinic sé ċugam an oiḋċe sin; agus nuair a hinnsiġeaḋ dó gur inġean a ḃí ann, ċuir sé geasa orm, dá maireaḋ sí go haois a pósta, gan í a ṫaḃairt

le pósaḋ ḋo ḋuine ar biṫ aċt ḋo'n té a ḃéarfaḋ ċuici Éan na gCúig nDaṫ. Má tá tusa i n-ann sin a ḋéanaṁ ġeoḃfa tú í, aċt mura ḃfuil, ní ṫig liom-sa sgaraḋ léiṫe."

"Ní'l aon rud sa doṁan naċ ḃféaċfainn le n-a ḋéanaṁ ar a son," arsa Eoċaiḋ, "aċt an ḃfuil tuairisg nó cunntas agad cia gcoṁnaiḋeann an t-éan sin, nó cá ḃfuil sé le faġáil?"

"Ní'l cunntas nó tuairisg agam aċt an méid a duḃairt mé leat," arsa an rí. "Ċuaiḋ mac Rí Ṁanann ar tóir an éin lá ⁊ bliaḋain ó ṡoin, aċt níor fríteaḋ sgéal nó sguan beó nó marḃ ó ṡoin air. Ḃí Cataċ Crógánta ar Sliaḃ Luaċra annseo roṁat-sa; agus nuair a d'innis mé ḋó na geasa a ḃí ann, duḃairt sé gur b'é a ḃaraṁail naċ raiḃ ins go leor de na geasaiḃ sin aċt 'seafóid sean-nósa,' agus naċar ċóir aon truim a ċur ionnta. Níor ċuir mé féin leaṫ-suim i dtosaċ ins na geasaiḃ, mar ċeap mé go mbeiḋinn luaṫ go leor ag cuiṁniuġaḋ orta; aċt gaċ uile ḃliaḋain imṫiġeas ṫarm tá mé níos cinnte gur le huġdar maiṫ a ṫáinic an t-ollaṁ ċugam, mar ba gearr 'na ḋiaiḋ sin gur cailleaḋ é. Agus tá sé ag goilleaḋ orm go mór nár iarr mé coṁairṫaiḋeaċt níḋ b'ḟearr fá Éan na gCúig nDaṫ, aċt ṫuig mé uaiḋ naċ raiḃ sé i n-a ċumas an tuairisg sin a ṫaḃairt dom."

"Geasa ar biṫ a cuireaḋ in do ċionn i ngeall ar Eiṫne," arsa Eoċaiḋ, "is geis do ḟear a pósta tú a

fuasgailt uaṫa; agus féaċfa mise le Éan na gCúig nDaṫ a ċur ar ḟaġáil nó cinnfiḋ sé orm."

Tar éis slán ⁊ beannaċt ḟágáil ag an rí, d'imṫiġ sé go dtí Eiṫne, ⁊ d'innis sé ḋí an freagraḋ a fuair sé. Níor ċuala sí tadaí roiṁe sin fá na geasaiḃ, ⁊ ġlac brón agus cuṁa mór í, nuair a ḃí ḟios aici go raḃadar ag sgaraḋ le ċéile.

"Ná bíoḋ brón nó cuṁa ort, a ríoġan," ar seisean. "Ní'l ag an té is fearr sa saoġal so aċt roinnt d'á ḟásaṁ; aċt tá súil agam go ḃfeicfiḋ mé tú ag Oireaċtas na Teaṁraċ, agus beiḋ mé ann ar m'ais, má ḟéadaim é."

"Ní'l as so go Luġnas aċt mí," ar sise; "agus ní móide go mbeiṫeá-sa ar t'ais."

"Féaċfa mé le ḃeiṫ ag an Oireaċtas, má's beó nó marḃ a ḃéas mé," ar seisean.

D'ḟág sé slán ⁊ beannaċt aici annsin, ⁊ ġluais sé féin ⁊ Liagán Láiṁ-éaċtaċ leóḃta, ⁊, nuair a ḃí míle bealaiġ déanta aca, ṡuiḋeadar síos ar árdán, ag glacaḋ coṁairle le ċéile, cia ngaḃfaidís ag tóruiġeaċt an éin.

"Dar mo ḃriaṫair, a Eoċaiḋ," arsa Liagán, "b'ḟusa ḋuit an ḃainríoġan óg a taḃairt ar éalóḋ leat 'ná an t-éan éagsaṁail sin ḟaġáil gan ḟios agad cia'n áit do na seaċt ríoġaċta a gcuirfiḋ tú fáisnéis cá ḃfuil sé."

"Naċ fearr ḋúinn," arsa Eoċaiḋ, "Éire a ċuarṫuġaḋ go maiṫ i dtosaċ sul dá gcuireamuid fáisnéis air i ríoġaċt ar biṫ eile?"

"Sin é an rud is fearr dúinn a ḋéanaṁ go dearḃṫa," arsa Liagán; "agus má ḟáġaim-se aṁarc air, bí cinnte nać n-imṫeoċa sé uainn go réiḋ."

Leis an gcainnt sin ċonnaiceadar sgaoṫ éanaċa ag imṫeaċt ins an spéir os a gcionn.

"An ḃfeiceann tú an t-éan sin atá os cionn na codaċ eile?" arsa Liagán.

"Feicim," arsa Eoċaiḋ.

"Dá mbaḋ é sin 'Éan na gCúig nDaṫ,' baḋ gearr é t'aistear ḋá ṫóruiġeaċt," arsa Liagán.

Leis sin sgaoil sé saiġead suas 'san aer, ⁊ ḃuail sé an t-éan agus ṫáinic an saiġead ⁊ an t-éan anuas ċuca i gcuideaċt.

"Dar mo ḃriaṫair," arsa Eoċaiḋ, "nać é gníoṁ do láiṁe a ċlisfeas orainn."

Ġluaiseadar leoḃṫa annsin, agus ní'l éan-áit mór-ṫimċeall na hÉireann a raiḃ trácht nó tuairisg go mbíoḋ éanaċa ag coṫuiġe ann nár ċuartuiġeadar ⁊ nár ṫóruiġeadar, aċt ċinn orṫa an t-éan ḟaġáil i n-áit ar biṫ.

"Séard tá againn le ḋéanaṁ," arsa Liagán, "ár n-aġaiḋ a ṫaḃairt glan díreaċ ó ḋeas as so, go dtéiġeamuid ċoṁ fada le Seanaċaiḋe Sléiḃe Blaḋma; agus, má tá éan tuairisg le faġáil ar an éan, cuirfiḋ seisean 'san eolas sinn."

Ṫugadar a n-aġaiḋ annsin ar Ṡliaḃ Blaḋma, ⁊ ní ḋearnadar stad nó coṁnaiḋe go dtáiniceadar go gaḃail éadain tiġe an tseanaċaiḋe.

Ḃí an ṡeanaċaiḋe i n-a ṡeasaṁ 'sa' doras, agus d'ḟáiltiġ sé rómpa go carṫannaċ, ⁊ duḃairt sé:

"Má b'ḟíor do na sgéaltaiḃ a ċualamar—má b'ḟíor sin—ní ḃeiṫeá-sa go fóill a-ḃaile ó'n gcogaḋ, a Eoċaiḋ, mar ċualamar go raiḃ tú tinn treáinneaċ—ċuala sin; aċt feictear ḋom naċ ḃfaca mé ariaṁ tú ag dearcaḋ ċoṁ maiṫ ⁊ tá tú."

"Ní'l áḋḃar caraoide ar biṫ agam, go deiṁin," arsa Eoċaiḋ. "Cia'n ċaoi a ḃfuil an saoġal ag éirġe leat féin, mar is fada naċ ḃfacamar beó nó marḃ tú?"

"Ní'l aon ċaḃair a ḃeiṫ ag caraoid—ní'l sin," ars an seanaċaiḋe. "'Ar ndóiġ, is beag an ṁaiṫ ḟéadfas mo leiṫéide a ḋéanaṁ feasta—is beag sin—aċt ag dearcaḋ ar ḋaoiniḃ eile go maiṫ, ag féaċaint ar an saoġal, agus dá leigean ṫarm. Ċualamar gur éifeaċtaċ saoġail na gníoṁarṫa a rinne siḃ araon i n-Albain—ċuala sin—agus go mbaḋ beag liḃ gaċ a ndeárnaḃar de ṡléaċt agus de ṁarḃuġaḋ ann, agus go raiḃ siḃ i nÉirinn le mí, ag fáiteall ar fud na tíre agus ag caiṫeaṁ le éanaċaiḃ."

D'innsiġeadar dó gur ag tóruiġeaċt Éin na gCúig nDaṫ a ḃíodar, agus go raiḃ sé cinnte orṫa é ḟaġáil, agus gur ag súil le tuairisg uaiḋ-san a ṫáiniceadar ċuige.

"Tá a leiṫéide de éan ann," ar seisean, "aċt ní ḃfuiġe siḃ-se é, muna ḃfáġa siḃ a ṫuairisg. Ní'l mise i n-ann an tuairisg a ṫaḃairt daoiḃ—ní'l sin—aċt tá fios agam go gcoṁnuiġeann an t-éan i n-áit eicín

de Éirinn; agus tá baraṁail agam cá ḃfuiġe siḃ an treóruġaḋ. Dá dtéiġteá-sa, a Liagáin, a-ḃaile go Loċ gCarmain, coiḋcís ó ṡoin, ġeoḃfá in do ṫeaċ féin an té a ḃéarfaḋ an tuairisg duit—'sé sin Árd-ollaṁ na Teaṁraċ, aṫair do ṁná. Béarfaiḋ siḃ go fóill air sa mbaile; agus ní'l aon tuairisg le faġáil agaiḃ mura dtugaiḋ seisean daoiḃ í."

Ṫug an seanaċaiḋe aoiḋeaċt ṁaiṫ dóiḃ an oiḋċe sin:—

Beoir is bainne,
Bairíní geala,
Blas na meala ar gaċ éan ġreim.

Agus d'éiriġeadar go moċ ar maidin lá ar na ṁáireaċ, gur ḟágadar slán agus beannaċt ag an seanaċaiḋe, agus ṫugadar a n-aġaiḋ soir díreaċ, go dtángadar ċoṁ fada le áitreaḃ Liagáin.

Nuair a ḃíodar ag tarraingt ċun an tiġe, "Ní'l-muid i ḃfad ar láṫair anois," arsa Liagán, "aċt caiṫfiḋ tusa mo leiṫsgéal a ġaḃáil le mo ṁnaoi fá naċ dtáinic mé a ḃaile roiṁe seo."

"Ná bíoḋ imniḋe ort," arsa Eoċaiḋ, "ní ḃéarfaiḋ mise aon droċ-ċáil ort, agus ní ḃeiḋ sí 'na ḋiaiḋ ort an t-aċar a ċaiṫ tú liom-sa; mar ḃí a haṫair, an t-Árd-ollaṁ go han-ċeanaṁail orm nuair a ḃí mé i dTeaṁair."

Leis sin ċuadar isteaċ ċun an tiġe, agus ḃí fearaḋ na fíor-ḟáilte rómpa, agus má's tuirseaċ traoċta a ḃíodar, is méiḋreaċ mear-luṫṁar a rinneaḋ iad:—

Le nuaḋ gaċ bíḋ, le sean gaċ óil,
Ar ṁiasaiḃ criostail, i gcuaċaiḃ óir,
Le caoineas coṁráiḋ, saiġneas sáiṁ,
Is suaiṁneas codlata go lá.

Lá ar n-a ṁáireaċ ḃí Eoċaiḋ agus an t-árd-ollaṁ ag siuḃal araon ar an mbán os comair an tiġe, agus ag cur sriaċain ar ċúrsaiḃ an tsaoġail le ċéile, nuair a duḃairt an t-árd-ollaṁ :—

“Ḃí tú féin ⁊ Liagán ag cainnt aréir go raiḃ siḃ ag tóruiġeaċt ‘Éin na gCúig nDaṫ’ ar fud na tíre.”

“Ḃíomar,” arsa Eoċaiḋ, “agus sin é an méid a ḃí dá ḃarr againn; aċt tá mé cinnte, má tá aon ḟaġáil air, gur agad-sa atá a ṫuairisg.”

“Ní'l a ṫuairisg ag éanduine eile ar druim na talṁana aċt agam-sa, ó cuireaḋ t'aṫair faoi'n gcréafóig; agus is aṁlaiḋ a fuair mise an tuairisg sgríoḃta i n-oġam ċraoḃ ar ċlár beiṫe, a fuair mé ó t'aṫair le cuṁdaċ. Is maiṫ liom go ḃfuil ionḃa agam anois le seanaċas ‘Éin na gCúig nDaṫ’ a innseaċt faoi rún duit, mar is duit-se atá i ndán an t-éan a ċur ar faġáil:

“An t-am i ndeárna Gealta, aṫair-ṁóir t'aṫar, an t-sléaċt ba ṁó i n-aġaiḋ na Rómánaċ, ḃí t'aṫair i n-éinḟeaċt leis ins gaċ gáḃ' ḋár gaḃ sé ṫríd. Ní raiḃ t'aṫair aċt dá ḃliaḋain déag d'aois an t-am sin, ⁊ ċuir na gníoṁarṫa gaisge a rinne sé ríméad ar na Gaeḋil. Nuair a ṗós sé tamall maiṫ 'na ḋiaiḋ sin, ṫáinic ríġte na gcúigí le bronntanais ċuige. Is é m'aṫair a ḃí ina ollaṁ aige an uair sin. Tugaḋ ċuige bronntanas de'n ór fá ṫrí as Cúige Muṁan; bronntanas de'n ór ġreannta as Cúige Ċonnaċt; bronntanas d'ór agus d'airgead as Cúige Ulaḋ;

bronntanas de ċloċaiḃ criostail ⁊ carrṁogail ar Laiġniḃ; ⁊ corn óir lán de néaṁnaċaiḃ ⁊ de ċloċ-aiḃ iolbuaḋaċa ar Ċroimlinn na Séad.

"Ba ṁór an lúṫġáir a ċuir sé ar ṫ'aṫair na bronntanais sin ḟáġail; ⁊ ṡiubail sé féin ⁊ m'aṫair amaċ ar an mbán ar aġaiḋ a ċaisleáin le ċéile, ag glacaḋ coṁairle céard ab' ḟeárr a ḋéanaḋ leóḃṫa.

"'Tá oiread saiḋḃris agam ċeana ⁊ naċ gcaiṫfiḋ mé a leaṫ ċoiḋċe,' arsa Caṫaoir, 'agus meas tú cia'n úsáid ab' ḟearr dom a ḋéanaṁ díoḃ so, ó ṫárla naċ dtearduiġeann siad uaim?'

"Duḃairt m'aṫair naċ raiḃ aiṁreas aige naċ ḃfoġ-nóċaidís dó i n-am eicín; ⁊ go mb'ḟearr dó iad a ċuṁdaċ go maiṫ nó go dtearduiġdís uaiḋ, 'mar,' ar seisean, 'ní'l ḟios agad céard a ṫiucfas tarsna ort féin nó ar do ċlainn go fóill.'

"Duḃairt Caṫaoir go mb'ḟíor sin, ⁊ go mba ṁaiṫ an ċoṁairle iad a ċur i dtaisge.

"'Sin é atá agad le déanaṁ,' arsa m'aṫair; 'aċt ní ḟeileann sé duit-se nó d'éinne eile a ċuid saiḋ-ḃris ar fad a ḃeiṫ aige i n-áit aṁáin, ⁊ cuir iad so do leiṫriḋ i n-áit naċ mbéiḋ ḟios ag duine ar biṫ cia mbéiḋ siad.'

"'Ní ḟéadfaiḋ mé a gcur i n-áit ar biṫ,' arsa Caṫaoir, 'naċ dtearḋóċaiḋ gárda le n-a gcuṁdaċ.'

"'Ná bíoḋ éin-imniḋe ort faoi sin,' arsa m'aṫair —agus go díreaċ nuair a ḃí an focal ar a ḃéal sginn dreóilín amaċ tarta. 'An bfeiceann tú an dreóilín sin?' arsa m'aṫair 'Is beag é a neart,

aċt tá sé i n-ann a ḃfuil aige sa doṁan a ċuṁdaċ gan gárda. Cuir tusa na bronntanais i n-uaiṁ ṫalaṁna i n-áit iarsgúil, ⁊ ní baoġal dóiḃ.'

"'Bíoḋ an dreóilín féin mar ċoṁarṫa agad-sa le sgríoḃ' síos i n-oġam ċraoḃ tuairisge na háite a mbéiḋ siad le faġáil,' arsa Caṫaoir, 'agus bíoḋ an samaltán céadna ar eoċair na gcoṁran i n-a gcuir-fear iad—'sé sin dealḃ an dreóilín—agus bíoḋ an coṁarṫa agus an samaltán agad sgríoḃṫa i n-oġam ċraoḃ le dualaḋ diaṁair do-smaointe ar ċlár beiṫe; ⁊, má ḟágaim-se bás gan malrait coṁairle, bíoḋ an eoċair le fáġail ag an té a mbéarfaiḋ mise mo ḃeannaċt dó.'

"Sgríoḃ m'aṫair síos an t-orduġaḋ sin ar ċlár beiṫe, agus fuair sé cúig coṁra uṁa, déanta ó láṁaiḃ ruaḋ agus saor-ċeárda, leis na bronntanais a ċur annta, agus eoċair airgid le n-a n-aġaiḋ a raiḃ dealḃ an draoi-éin ar a cois; agus is í an eoċair sin atá tusa a tóruiġeaċt. Cibé cé ġeoḃfas an eoċair, is dó-san atá na bronntanais luaċṁara sin dliġṫe, agus is duit-se is dual í, mar is agad a d'ḟág t'aṫair a ḃeannaċt."

"Agus cá ḃfuil an eoċair le faġáil?" arsa Eoċaiḋ.

"Tá sí agam-sa annso le tabairt duit—seo ḋuit í, agus mo ḃeannaċt féin léiṫe."

"Buaḋ agus beannaċt ar do láiṁ ar feaḋ do ḟaoġail," arsa Eoċaiḋ, "aċt ní ḟeicim uirṫi seo aċt aon ḋat aṁáin, 'sé sin dat an airgid."

"Forġlóċaiḋ sí sin gaċ éan-ċoṁra de na cúig cinn —agus béiḋ na cúig dat le faġáil agat istiġ annta, 'sé sin na cúig bronntanais; mar is ionann 'dat' agus 'bronntanas' sa tsean-Ġaeḋilg."

"An lá ar ċuir tú coṁairle orm imṫeaċt ar Teaṁair, is cosaṁail naċ raiḃ an t-eólas sin agad, nó d'innseoċá ḋom é."

"Ḃí fát agam leis," ars an t-ollaṁ. "Ḃí an tír trí n-a ċéile san am sin; agus b'ḟearr an ċoṁairle fanaċt go suaiṁniġeaḋ sí; agus ḃí ḟios agam gur b'é an treóruġaḋ ceart a ḃí mé a ṫaḃairt duit, agus tú a ċur go Connaċtaiḃ san áit ar casaḋ ḋuit inġean an rí; agus is é m'aṫair a ċuir na geasa ar Rí Ċonnaċta, mar ba ṁaiṫ leis cáirdeas agus cleaṁnas a ċeangal idir t'aṫair agus Rí Ċonnaċta."

"Go mba buan a ḃeas tú beó — ba ṁaiṫ í do ċoṁairle i gcoṁnaiḋe. Ḃéiḋ Rí Ċonnaċta agus a inġean ag an Oireaċtas, agus níor ḃfuláir ḋom na geasa a ċoṁlíonaḋ sul dá dtéiġiḋ mé féin go dtí an tOireaċtas; agus baḋ ṁaiṫ liom dá n-innsiġṫeá ḋom cá ḃfuil an uaiṁ talṁana a ḃfuil na coṁraí uṁa i dtaisge innte."

D'innis an t-árd-ollaṁ sin dó, "aċt," adeir sé, "beiḋ tú sgaṫaḋ maiṫ dá dtóruiġeaċt, 'aindeóin go ḃfuil an tuairisg agad, mar tá ort dul ṫrí ċoilltiḃ ⁊ bealaiġiḃ aisdreánaċa, agus tá cuartuġaḋ mór le déanaṁ agad, sul dá ḃfáġa tú amaċ an uaiṁ talṁana."

Ḃíodar cúig oiḋċe agus cúig lá i dtiġ Liagáin, ag caiteaṁ fleiḋe agus féasta; agus annsin d'imtiġ Eoċaiḋ agus Liagán ag tóruiġeaċt na huaiṁe talṁana do réir mar fuaireadar an tuairisg. Ṫugadar orduġaḋ dá ngiollaiḃ iad a leanaṁaint, agus capaill agus carbaid a ḃeiṫ aca le go dtiuḃarfaidís leóḃta an t-ór agus na seoide.



## Caibidil VII.—Féis na Teaṁraċ.

Tar éis imteaċta d'Eoċaiḋ agus do Liagán, ḃí mór-uaisle as gaċ ceárd d'Éirinn ag cruinniuġaḋ ag Oireaċtas na Teaṁraċ. Ṫáinic ann clanna ríġte agus árd-ḟlaite as na cúig cúigiḃ, agus maite agus mór-uaisle na tíre; agus ḃí ann, maraon leóḃta, Rí Connaċta agus a ċoṁluċt, agus Eiṫne Áluinn agus mná uaisle na cúige, agus iad gléasta i sioda agus maot-ṡról do réir na haimsire a ḃí ann. Ṫáinic ann, a-ḃaile as Albain, rí-árd-ġaisgiḋiġ na hÉireann; agus ḃí leóḃta Rí Alban agus a inġean, Maiġne na Mín-ġile.

Ḃí bunáite na ndaoine cruinn, agus iad trí n-a céile, 'dul anonn agus anall ar ḟaiṫċe na Teaṁraċ. Ḃí coṁráḋ agus ciúin-aiġneas ar siuḃal ag gaċ aicme ḋíoḃta, agus iad ag fáiltiuġaḋ roiṁ a gcáirdiḃ, nó gur éiriġ le Cataċ dul anonn san áit a ḃfaca sé Eiṫne agus cuideaċtain léiṫe ar leat-taoḃ an aonaiġ.

“Mo ṡeaċt gcéad míle fáilte roṁat, a ríoġan óg,” ar seisean, “is fada san aireaċas mé, ag

féaċaint an ḃfeicfinn uaim tú i n-áit ar biṫ. Do réir ċosamlaċta, níor ċuir an t-aisdear tadaí as duit, mar is deas sgiamaċ so-ṁeanmnaċ a ḃreaṫnuiġeas tú; agus is mór an cliú do'n áit seo go dtáinic tú ann. Ní'l aonduine eile a mb'ḟearr liom ḟeiceáil annso ná tú, agus b'ḟada liom go dtagainn ar ais go ḃfeicinn arís tú, mar ní'l do ḟaṁail imeasg ban óg na hÉireann.”

“Is maiṫ a duḃairt tú sin, a Ċataiġ,” arsa Eiṫne, “go dearḃṫa, tá Éire leaṫan go maiṫ, aċt is leiṫne Éire agus Albain; agus ó tárla go ḃfuil eolas agad ar an dá tír, is maiṫ a rinne tú gan laḃairt aċt ar Éirinn; agus má b'ḟada leat go dteagtá ar t'ais, b'ḟada go dtáinic tú. Ní tóigim sin ort, agus ní cóir go dtóigfinn, agus is rí-ṁaiṫ liom tú ḟeiceáil ar ais ó'n gcogaḋ in do sgéiṁ agus in do ċruṫ féin agus feicṫear dom naċ ḃfaca mé ariaṁ tú ċoṁ ċroiḋeaṁail aigeanta agus tá tú.”

“Tá mé maiṫ go leór ar an mbealaċ sin,” ar seisean, “agus níos fearr arís as uċt tusa a ċloisteáil dá ráḋ. Níor ṁisde dam go deiṁin Éire agus Albain a ċur i gcuideaċt agus an ċraoḃ a taḃairt duit-se; aċt ní'l aon ċeó ag dul idir mé agus suaiṁneas na hoiḋċe aċt éan-rud aṁáin, agus d'innseoċainn duit é, dá mbaḋ áil leat é a ċloisteáil.”

“Ní'l mórán cosaṁlaċt diṫ-suain ná easbaiḋ codlata ort go deiṁin,” arsa Eiṫne, “níor ċeap mé ariaṁ gur duine imniḋeaċ a ḃí annat; agus ní'l fios agam céard a ċuirfeaḋ aṫruġaḋ ort, nó a tiuḃarfaḋ

áḋḃar buaḋarṫa ḋuit, murab é go dtáinic easaon-tas ar biṫ idir tú féin agus Maiġne na Mín-ġile—ċuala mé go raiḃ tú go h-an-ṁór léiṫe."

"Cia'n ċaoi a ḃfuair tú tuairisg uirṫi, nó cia an nós ar éiriġ leat a ċloisteáil go raiḃ carṫannas ar biṫ eadrainn?"

"Cia'n ċaoi a gcloisfinn é, aċt mar ċluinim 'ċ uile rud a ḃíos ag dul tarm?" ar sise, "ní ḟaca mé go fóill í, aċt ċuala mé go raiḃ sí annseo. An fíor go ḃfuil sí ċoṁ maiṫ agus tá a cáil?"

"Dá ḟeaḃas is tá a cliú, ní'l sé blas níos fearr ná í féin," arsa Cataċ, "agus deaṁan mórán bean, cé is muite ḋuit féin, dá ḃfaca mé go fóill, ab' ḟearr maise agus méin ná í."

"Slán an sgéal!" arsa Eiṫne, "aċt ná tóig orm é, a Ċataiġ, má ċuirim ceist eile ort. An ḃfuil mean-amain agus inntinn aici do réir a háilleaċta? Baḋ ṁaiṫ liom aiṫne agus eolas a ċur uirṫi, agus ó tárla gur ċuala mé an oiread sin dá cáil, baḋ ṁaiṫ liom fios a tréartaí a ḃeiṫ agam freisin."

"Ar casaḋ ḋuit Eoċaiḋ mac Caṫaoir Ṁóir ó táinic sé as Albain? D'ḟéadfaḋ seisean fios a tréarṫaí a ṫaḃairt ḋuit ċoṁ maiṫ liom-sa; mar, nuair a ḃí sé tinn treáinneaċ de ḃárr a ndeaċa sé tríd sa gcogaḋ, ní raiḃ liaiġ i gcúirt a h-aṫar ba dúṫraċtaiġe ag cur íoċsláinte le n-a ċneaḋaċaiḃ ná ise."

"Ḃí?" arsa Eiṫne. "Téanam ort go ḃfeiceamuid í."

D'imṫiġeadar anonn annsin go dtí an áit a raiḃ mná uaisle Alban; agus is gearr go raiḃ Eiṫne áluinn agus Maiġne na Mín-ġile ċoṁ cartannaċ le ċéile agus dá mbeaḋ aiṫne aca ar a ċéile ariaṁ.

Níor ḃ'ḟada dóiḃ ag cainnt, nuair a ṫáinic naonḃar de óglaiġiḃ an rí amaċ i lár an aonaiġ, agus a ḃeann-ḃuaḃaill ina láiṁ ag gaċ duine aca. Ṡéideadar iad go híseal, agus go hárd i bḟiaḋnaise an ċruinniġṫe, agus d'ḟuagair siad go raiḃ fleaḋ agus féasta ullaṁ, agus go raiḃ cuireaḋ fairsing foirleaṫan ó'n rí a ḋul d'á gcaiṫeaṁ.

Ṫáinic 'ċ uile ḋuine aca annsin, i ndiaiḋ a ċéile, do láṫair Ċuinn Ċéad-ċaṫaiġ, agus ċuir seisean céad míle fáilte rómpa go Teaċ Meiḋreaċ Míoḋċuarta an Rí; agus ḃí annsin rómpa buird agus binnsí déanta de ġallċnó ó láṁaiḃ ruaḋ agus saor-ċeárda, agus níor léar do'n trúil ba géire sgaraċa nó rúntaí an áḋmuid; gur faluiġeaḋ gaċ bord aca le sgáraoid de toga an lín-éadaiġ, deág-ṁaisiġṫe le druin agus óir-ġréas, do réir na h-aimsire a ḃí ann; gur leagaḋ anuas ċuca annsin

> Nuaḋ gaċ bíḋ agus sean gaċ óil
> Ar ṁiasaiḃ criostail, i gcuaċaiḃ óir,

nó go mba subaċ sáṫaċ so-ṁeanmnaċ iad.

Ḃí an rí ina suiḋe go hárd ar ċaṫaoir deág-ṁaisiġṫe leis an ór fá ṫrí, agus an ḃainríoġan ar ċaṫaoir eile le n-a ṫaoḃ. Ṫáinic fileaḋa agus báird an rí sa láṫair annsin—duine agus fiċe aca—agus ḃí ag gaċ duine aca cláirseaċ déanta de'n dair agus

ḋe'n traileóig ḋeirg, cóiriġṫe suas le cnaipiḃ ḋe'n ór ġreanta agus le criostal; gur seinneadar suas ceol ba ḃinne ná na ceolta síḋe; agus ar sin tosuiġeaḋ siamsa na hoiḋċe—ag seinnm ċeoil, ag gaḃáil aṁrán, ag aiṫris duanta, ag imirt fiṫċille, ag bronnaḋ séad, agus ag innseaċt sgéalta greannṁar go raiḃ sé i ḃfad 'san oiḋċe—nó go ndeaċaiḋ na mná anonn go ráiṫ na bantraċta ċun suain agus codlata, ⁊ go ndeaċaiḋ na fir anonn ag an ḃforraċ.

Lá ar n-a ṁáireaċ ḃí cleasa lúṫa agus lúṫ-ċleasa ar siuḃal ar faiṫċe na Teaṁraċ. Ḃí árdán ag ceann na faiṫċe le hagaiḋ an rí, ⁊ caṫaoireaċa tart timċeall ar an árdán le hagaiḋ na n-ollaṁan ⁊ na ndraoiḋṫe agus aos seanmna na Teaṁraċ. Ḃí mór-uaisle na gcúigí ar gaċ aon taoḃ do'n rí—na fir ar ṫaoḃ a láiṁe deise agus na mná ar ṫaoḃ a láiṁe clí, do réir mar ḃí orduiġṫe ó aimsir Ṫuaṫail Rí Éireann.

Ḃí mar sin ar feaḋ seaċt lá, agus an t-oċtṁaḋ lá ḃí an rí le breiṫeaṁnas a ṫaḃairt ar na cleasaiḃ lúṫa. Ṫárla go raiḃ Eiṫne agus Maiġne an lá sin i n-éinfeaċt le ċéile, mar ba gnáṫaċ ó'n gcéad lá ar ċuireadar aiṫne ar a ċéile—agus ḃíodar i n-a suiḋe i n-áit a raiḃ aṁarc maiṫ aca ar 'aċ uile níḋ.

"Is maiṫ liom," arsa Maiġne, "go dtáinic mé annso, mar ní faca mé tadaí ariaṁ in mo ṫír féin a ḃféadfainn a ċur i gcomórtas le Oireaċtas na Teaṁraċ. Feictear dom naċ mbeiḋinn tuirseaċ go deo annso, agus is ag dul i ḃfeaḃas atá na cleasa lúṫa 'ċ uile lá."

"Is ró-ṁaiṫ liom go dtaiṫniġeann Éire ċoṁ maiṫ sin leat," arsa Eiṫne, "agus tá súil agam go dtaiṫneoċa sí ċoṁ maiṫ leat agus go ḃfanfa tú ċoiḋċe innte. B'fearr liom ná siamsa na féile dá ḃfantá, agus b'fearr le daoiniḃ eile freisin é.

"Cia hiad na daoine eile?" arsa Maiġne.

"Ó, is cuma cia hiad," arsa Eiṫne, "aċt tá siad ann; agus silim go ḃfuil baraṁail agat féin go mbeaḋ Caṫaċ Cróganta ar ḋuine aca."

"Ó, éist liom," arsa Maiġne, "ná labair liom ar an gclearaiḋe sin. Tá oiread cluainiḋeaċta ag Caṫaċ agus naċ ngéillfeaḋ duine ar biṫ dó. Tá sé ċoṁ milis le mil, agus glórṫa aige ċoṁ binn leis an gcéirsiġ, aċt tá sé ċoṁ haeḋearaċ leis an gcaislín cloċ, agus ní túisge agat ná uait é. Leag mise súil fátaċ luat air, ⁊ tá mé i n-ann imirt leis agus ní mór dom é."

"Dá ríriḃ?" arsa Eiṫne, "aċt is mór an t-iongnaḋ liom—le súgraḋ nó le greann—go gcuirfeá suim i nduine ar biṫ a gceapfá go mbeaḋ an dá ċroiḋe aige. 'Sé an bealaċ atá liom-sa, ba ċuma agam nó uaim duine de'n tsórt sin."

"Maidir leis sin," arsa Maiġne, "deaṁan ḟios cia ṁéad croiḋe atá ag Caṫaċ boċt. An gcuala tú ariaṁ 'ní lia tír ná gnás?'—ní lia duine ná inntinn—agus ní'l éin-ḟear i nÉirinn a b'ḟearr a taiṫneóċaḋ liom ná é."

"B'ḟéidir go ḃfuil an ceart agat," arsa Eiṫne "aċt feictear ḋam-sa gur fearr an té a ḟeasfaḋ go

buan ná an té a ḃeaḋ ag aṫruġaḋ. Ní'l mórán néiṫe sa saoġal a ṡeasas go buan agus, i ngeall ar a ngainne, tá fearr is barr urrama ag dul dóiḃ. Cuir i gcás an ġrian agus an ġealaċ—is í an ġrian is feasta agus is buaine a ġealas ins na spéartaiḃ, agus fóġnann fearra Fáil di os cionn gaċ níḋ."

"Seaḋ," arsa Maiġne, "agus fóġnann sí dóiḃ-san mar an gcéadna—ní do ḋuine nó do ríoġaċt atá sí ag deallraḋ ins na spéartaiḃ, aċt do'n doṁan go léir—agus má ċuireann sí loinnir agus bláṫ ar ríoġaċtaiḃ eile ċoṁ maiṫ le Éirinn, ní luġaide is grian í go ndéanann sí é, agus ní ċailleann sí an urraim atá ag muinntir na hÉireann di aċt a oiread."

"Tá ḟios agam sin," arsa Eiṫne, "agus go ḃfóġnann an ġealaċ do 'ċ uile ríoġaċt go díreaċ ar nós na gréine. Aċt ní hionann buanas dóiḃ. Is é an deallraḋ céadna a ṫagas i gcoṁnaiḋe ó'n ngréin, aċt tigeann dul do'n ġealaiġ coṁ luaṫ agus ḃíos sí lán."

"D'oile, a Eiṫne," arsa Maiġne, "is cuma, sa gcás sin, céard a ḋéanfas an ġealaċ nó an ġrian, aċt an duine a ḃfuil an ṁaiṫ agus an ġeanaṁlaċt ann is furasda aiṫne air é—agus ní ḟaca mé samail Ċataiġ imeasg fearra Fáil aċt éin-ḟear aṁáin, agus is mór an t-iongnaḋ liom naċ ḃfuil sé annso. Rinne sé gníoṁarṫa móra ag cosaint ríoġaċta m'aṫar. Loiteaḋ é sa gcaṫ, agus ċaiṫ sé tamall ṫall sa gcúirt againn, agus a ċréaċta dá gcnearuġaḋ—fear breáġ iomlán déanta, agus ceann-aġaiḋ ġeanaṁail ṫeaċt-ṁar air, a raiḃ soineannṫaċt agus suḃáilce, cróḋaċt

agus calmaċt ann—is é an t-ainm a ḃí air Eoċaiḋ, agus ba ṁac do Ċaṫaoir Ṁór, Rí na hÉireann, é."

"Creidim nár ṁisde dó an méid aire a ṫug tusa dó—go meaduiġtear an ṁaiṫ d'á cionn duit."

"Ní féidir go ḃfuil muinntear agad-sa leis?" arsa Maiġne.

"Tá," arsa Eiṫne, agus d'aiṫris sí di iomlár an sgéil, agus an fáṫ naċ raiḃ sé ag an Oireaċtas.

"'Ċonaċ sin oraiḃ le ċéile," arsa Maiġne, "is minic a ṫug mé faoi deara naċ raiḃ tú ag glacaḋ mórán spéise ins na cleasaiḃ lúṫa—anois tuigim cia'n fáṫ—agus ba ṁinic an fiodán ar do ṡúil, agus tú ag dearcaḋ uait faoi rún. An ḃfuil aon ḃaramail agat cia'n uair a ṫiucfas sé?"

"Tá mé i gcoṁnaiḋe ag súil leis," arsa Eiṫne. "Ġeall sé go dtiucfaḋ sé." Ċuir sí an fiodán ar a súil agus d'ḟan sí i n-a sort tamall ag breaṫnuġaḋ uaiṫi. "Seo, a Ṁaiġne," adeir sí, "féaċ an ḃfeicfeá tadaí ag bun na spéire."

Ċuir Maiġne an fiodán ar a súil. "Feictear dom," ar sise, "go ḃfuil toirt ḃeag ag bun na spéire, aċt is beag le gur lear dom í—" "Ó, ní'l," ar sise arís, "ní'l sí ag corruiġe."

"Ní'l annsin," arsa Eiṫne, "aċt tom beag coilleaḋ—is fada é sin ḋo mo ċur-sa amuḋa."

"Ḃaḋ ṁaiṫ liom dá ḃfeicinn annso é," arsa Maiġne, "is iongantaċ an treasgairt a rinne seisea[n] ar naṁaidiḃ ar dtíre."

"Truaġ sin," arsa Eiṫne, "mar is obair í sin naċ

ċóir, dá mbeaḋ neart air. Ḃí Eoċaiḋ ag aiṫris dom fá na Roṁánaiġiḃ—go mba daoine teaċtmara go maiṫ a ḃí annta le dearcaḋ orṫa. Aċt, ar ndóiġ, ciar ḃ'iongnaḋ go mbeaḋ fuil dá dortaḋ imeasg daoine naċar ḃ'ionann dóiḃ cineaḋ agus teanga nuair a ḃíos oiread imris idir Ġaeḋil iad féin."

Ag críoċnuġaḋ na cainnte seo ṫugadar fa deara go raiḃ an rí ag braṫ ar ḃreiṫeaṁnas a ṫaḃairt ar na cleasaiḃ lúṫa. D'éiriġ sé ina ṡeasaṁ i ḃfiaḋnaise na ndaoine gaċ aon taoḃ de agus laḃair sé :

" A ríġte, a ṁór-uaisle na gcúige, agus a ċoṁ-Ġaeḋeala—giḋ gurab 'eo í an ċéad ḃliaḋain agam-sa i n-árd-riaġaltas na tíre—ní hí an ċéad ḃliaḋain agam í ag an Árd-ḟeis seo ; agus ní ḟaca mé go fóill aon tasbánaḋ níḋ b'fearr de ġníoṁarṫa gaisge, de luaṫaḋ agus spreacaḋ na nGaeḋeal ná ḃí le feiceáil i mbliaḋna. Ċuir Cúċulainn na cleasa lúṫa seo ar bun le go ngaḃfaidís ċun tairḃe do'n tír, agus go ngaḃfaḋ Gaeḋil ar aġaiḋ agus ċun treise ; agus ba ṁaiṫ leis go ḃfásfaḋ fearaṁlaċt agus meanmain a n-intinne coṁtrom le luaṫaḋ agus spreacaḋ a ngéaga. Is maiṫ liom-sa go ndeaċaiḋ cróḋaċt agus calmaċt na hÉireann ċun tairḃe d'ár gcáirdiḃ i nAlbain. Agus tugaim ordúġaḋ indiu do na hollaṁnaiḃ agus do na draoiḋtiḃ cunntas cruinn a ċur síos i leaḃar meaḃránaiġ na Teaṁraċ ar ainmneaċaiḃ na ngaisgiḋeaċ a tóig láṁ sa gcogaḋ sin, agus ar na gníoṁartaiḃ ba ṁó dá ndeárnaḋ ann. Ó tárla go ḃfuil na gaisgiḋiġ iad féin annso, baḋ ṁaiṫ liom iad

a ṫeaċt ċun láiṫreaċ, agus teasdas agus tuairisg a ṫabairt dúinn os coṁair feara Fáil ar gaċ a ndeárna siad sa gcogaḋ."

Ṫáinic na gaisgiḋiġ ċun láiṫreaċ annsin, agus fuaireadar coṁṁolaḋ croiḋeaṁail cáirdeaṁail ó'n gcruinniuġaḋ ar fad ar ṫeaċt i láṫair dóiḃ.

"Creidim," arsa Conn, "gurab é Cataċ Cróganta ar Sliaḃ Luaċra a ċuaiḋ mar ṫaoiseaċ ar na laoċraiḋe, ⁊, dá ḃríġ sin, is dó is cóir cunntas a ṫabairt dúinn ar a ngníoṁarṫaiḃ."

"Déanfa mé sin duit, a rí," arsa Cataċ, "aċt baḋ ṁaiṫ liom dá gcuirteá an teasdas ⁊ tuairisg seo go h-aṫ-lá, mar tá beirt de na laoċraiḋe uireasbaċ orainn."

"Cia hiad féin?" arsa Conn.

"Tá," arsa Cataċ, "Eoċaiḋ mac Caṫaoir ⁊ Liagán Láiṁ-éaċtaċ."

"Tá an lá indiu leagta amaċ agam le hagaiḋ na ngnóta seo," arsa Conn, "⁊ ní go maiṫ a ḟéadfas mé an obair a ċur go haṫ-lá."

Is annsin a d'éiriġ Cataċ suas go hárd i measg na ḃfear, ⁊ d'aiṫris sé iomlán an sgéil ó ṫús go deireaḋ, mar d'éiriġ leóḃṫa i n-Albain.

Nuair a ḃí sé réiḋ d'éiriġ an t-árd-ollaṁ i n-a ṡeasaṁ, ⁊ an leaḃar meaḃránaiġ i n-a láṁaiḃ ⁊ léiġ sé amaċ an cunntas a ḃí sgríoḃṫa síos aige. Annsin d'éiriġ Conn i n-a ṡeasaṁ arís ⁊ laḃair sé:

"Ní hé amáin gur ċeart dúinn ar fad buiḋeaċas a ġabail leis na laoċraiḋe a ṫóig láṁ ins an gcogaḋ

sin, ⁊ coṁṁolaḋ croiḋeaṁail a ṫaḃairt dóḃta, aċt baḋ ċeart duais áiriṫe a ṫaḃairt ag an ḃféis seo ḋo'n muinntir is mó a rinne gníoṁ ann. Ní ċuirfiḋ sé tadaí as do'n tír seo go ḃfuair na Rómánaiġ an ṁeid sin de ṫarḃánaḋ ar ċróḋaċt Ċlainne Gaeḋeal; agus ní córta do na h-ollaṁnaiḃ cunntas a ċoinneáil ar gaċ teiṁeal a ṫigeas ar an ngréin ⁊ ar an ngealaiġ, agus ar na dreigiḃ a ṫuiteas as spéarṫa neiṁe—ná ar ġníoṁarṫaiḃ laoċraḋ na tíre seo. Is do Eoċaiḋ mac Caṫaoir atá an ċoróin ríoġḋa ag dul as uċt go ndeárna sé an gníoṁ ba ṁó. Tiuḃarfar claiḋeaṁ dorn-ċúil óir ḋo Ċaṫaċ; agus gaṫ-bolg ḋe ḟioda na hEaḋáinne deág-ṁaisiġṫe le óir-ġréas Gaeḋealaċ do Liagán. Aċt ó ṫárla go ḃfuil an dís úd uireasḃaċ orainn, a Ċaṫaiġ, is fearr dúinn bronnaḋ na nduaiseanna a ċur go haṫ-lá ⁊ do ċlaiḋeaṁ a ṫaḃairt duit-se an uair sin."

Go díreaċ mar ḃí Conn ag braṫ ar suiḋe síos, d'éiriġ tormán cainnte i measg na mban mar sioḃrán a ḋéanfaḋ éanlaiṫ ag imṫeaċt i n-a sgaoiṫ san aeḋear, ⁊ ḃí an sgéal le cloisteáil i measg cáċ "Tá ṡiad ag teaċt!"

D'éiriġ gaċ a raiḃ sa láṫair i n-a seasaṁ agus ċonnaiceadar ċuca ṫríd an leirg Eoċaiḋ ⁊ Liagán ar ḋá eaċ ḃána, ⁊ giollaí i n-a ndiaiḋ ⁊ eaċraiḋ ⁊ carbaid leoḃta. Ċoṁ luaṫ ⁊ ṫáiniceadar ċun láiṫreaċ, fearaḋ fíorċaoin fáilte rómpa; ⁊ ċuadar anonn ⁊ d'uṁluiġeadar do'n rí. Craiṫ seisean láṁ leóḃta go croiḋeaṁail ruairc agus duḃairt sé:

"Is maiṫ an tráṫ a dtáinic siḃ, mar is-éard a ḃí ar bun annso ó ṁaidin tráċt ⁊ tuairisg ar 'ur ngníoṁarṫaiḃ, ⁊ tá mé le duaiseannaiḃ a ṫabairt daoiḃ ar a son."

"Is mór an gar dúinn, a Árd-rí," arsa Eoċaiḋ, "má b'olc maiṫ ar ngníoṁarṫa, naċ droċ-ċáil a tugaḋ orainn. Ba ċóir dúinn a ḃeiṫ annso níos luaiṫe, dá mbeaḋ neart air; aċt ní beag linn an ṁoill a congḃamar ar obair an lae seo, gan a ḃeiṫ ag coinneáil tuilleaḋ moille oraiḃ ag gaḃail ar leiṫsgéil, aċt aṁáin a ráḋ—ó fuaireamar ionḃa ar a teaċt, go dtáiniceamar láiṁ le luaiṫ."

"Is maiṫ ann anois féin siḃ," arsa Conn, "tá an ċéad duais ag dul duit-se, a Eoċaiḋ, 'sé sin coróin ríoġda, ⁊ cuirfiḋ mé féin ar do ċeann í. Is maiṫ an lá a ṫáinic sé sa saoġal go gcuirfinn coróin ort-sa, ṫar éis gur mé a ḃain an ċoróin de t'aṫair. Is truaġ liom anois gur ṫóig mé a leaċt, aċt is mór an sásaṁ go ḃfuil a ṁac i n-ann a ċliú a ṡeasaṁ annso indiu."

Ċuir sé coróin óir ar ċeann Eoċaḋ annsin, ⁊ tug sé na duaiseanna eile do Caṫaċ ⁊ do Liagán; ⁊ ba ṁór é an coṁṁolaḋ a fuaireadar ó árd-uaislib na hÉireann.

Ċaiteadar an oiḋċe sin i dTeaṁair féin, ag caiteaṁ fleiḋe ⁊ féasta; ⁊ ba ṁór an lúṫġáir a ḃí ar Eiṫne ⁊ ar a haṫair nuair a d'aiṫris Eoċaiḋ dóiḃ gaċ ar éirig leis ó ḋ'ḟág sé iad, ⁊ nuair a taisḃáin sé gaċ ar ċuir "Éan na gCúig nDaṫ" de ḟaġáltas ċuige.

Nuair a ḃí sé ag tarraingt ar ḋeireaḋ an Luġnas ḃí Eiṫne ⁊ Eoċaiḋ le ḃeiṫ pósta, ⁊ ḃí na h-árd-draoiḋte faoi réir leis an gceangal a ḋaingniuġaḋ eatorra, i láṫair na Féise.

Nuair a ċonnaic Caṫaċ sin, duḃairt sé leis féin: "Is olc a ḋéanfainn-se mo leas an craoḃ a leigean ar fad le Eoċaiḋ, gan bean a ḃeiṫ agam féin ag dul a-ḃaile ó'n Oireaċtas ċoṁ maiṫ leis."

D'imṫiġ sé anonn go dtí an áit a raiḃ Maiġne, ⁊ duḃairt sé léiṫe, an rud a ḃeaḋ ag duine le déanaṁ, go mbaḋ ċeart dó é a ḋéanaṁ ⁊ gan a ḃeiṫ ag cainnt air.

Ṫosuiġ sí ag fonóid faoi i dtosaċ, aċt ṫáinic sí leis fá ḋeireaḋ, gur pósaḋ an dá lánaṁain os comair draoiḋte ⁊ ollaṁna na Teaṁraċ.

D'imṫiġeadar tar éis na Féise a-ḃaile ċun a ndúiṫċí féin; ⁊ ba ṁinic 'na ḋiaiḋ sin a ṫéiġdís féin ⁊ Liagán ar cuairt agá n-a céile ⁊ ag Rí Alban, ⁊ ḃí saoġal breáġ aoiḃinn aca, gan tadaí ag cur imniḋe orṫa, aċt fearr is barr siamsa a ḃeiṫ aca.

AN ĊRÍOĊ.

# FOCLÓIR

## A

aicme, often aicne in spoken l. = a class, a sect.
áiḋḃéil, -e, *f.*, exaggeration, gan earnaṁ gan áiḋḃéil, without defect without exaggeration.
aigeanta, *a*, spirited, vigorous.
aigneaḋ, *f.*, the mind (somet. aigne)
aiġneas, -is, *m.*, conversation.
aindeoin = aiṁḋeoin, in phrase "d'á aindeoin," in spite of him; "'aindeoin go ḃfuil an tuairisg agat," even though you have the tidings.
ainṁiḋe, *gen. id.*, -iḋṫe, *m.*, a wild beast.
ainmniġim, -iġṫe, *v.*, I name.
aireaċas, -ais, *m*, watching, 'san aireaċas, on the watch.
aisdir, *gen. id*, *m.*, a journey, *nom.* often written aisdear.
aisdreánaċ, -aiġ, *a.*, lonely, unfrequented.
aislinn, -inne, *f.*, a dream, a vision.
aiṫrisiġim, *v. tr.*, to tell, to relate; ag aiṫris air, imitating him.
álainn, -inne, *a.*, beautiful; is áilne (áille), most beautiful.
aṁlaiḋ, *adv.*, so, how; rinneadar aṁlaiḋ, they did so; is aṁlaiḋ a ṫarluiġ, it happened in this way.
annsa, comp. of ionṁuin, dearer, more beloved; is annsa liom, dearest to me.
anróiḋteaċ, -iġe, *a*, troublesome.
aoiḃinn, -inne, *a.*, delightful, happy.
aoiḋeaċt, -a, *f.*, lodging, hospitality.
aoileann, -inne, *f.*, a handsome girl.
aois-díoḃall, disorder.
araon, *adv.*, together.
árd-ḟlaiṫ, -aṫa, *m.* and *f.*, a mighty prince.
áṫas, -is, *m.*, great pleasure.
aṫ-lá, *m.*, another day; cur go haṫ-lá, to adjourn.
aṫ-uair, *f.*, a second time.

## B

baileaċ, *adv.*, altogether, fully.
bairín, *gen. id.*, *pl.* -í, *m.*, a cake.
ban ċoiṁdeaċta, *gen. pl.* of bean ċoiṁdeaċta, a lady's maid
baraṁail, -ṁla, *f.*, an opinion.
béim, e, *f.*, a cut.
beann-ḃuaḃaill, *f.*, a trumpet.
beiṫ, -e, *gen. pl.* -eaḋ, *f.*, a birch tree.
beoir, -óraċ, *f.*, beer.

**binnse**, *gen. id.*, *pl.* -sí, *m.*, a bench.
**bíoḋgaim**, *v. intr.*, I start.
**biṫ**, -eaṫa, *m.*, the world; ar biṫ, in the world, at all; 'sa mbiṫ bán, anywhere (*lit.*, in the white world.)
**Blaḋma** (Sliaḃ), the Slieve Bloom mountains.
**bonn**, -uinn, *m.*, the sole, the foundation: áit na mbonn, on the spot.
**braiġdeanas**, -ais, *m.*, imprisonment.
**bráiġsiléad**, *m.*, a bracelet.
**bráṫaċ**, -aiċ, *m.*, judgment; go lá luain an br., to the very last day
**briaṫair**, *dat.* of briaṫar, *f.*, a word.
**breiṫ buaiḋ air**, gaining advantage over him.
**breiṫeaṁnas**, -ais, *m.*, judgment.
**bronntanas**, -ais, *m.*, a present.
**bruiġean**, -iġne, *f.*, a fairy palace.
**buaḋ**, -iḋ *m.*, victory (somet. *f.*)
**buaiḋreaḋ**, -aḋarṫa, *m.*, trouble.
**buanas**, -ais, *m.*, permanence.
**bunáite**, the greater part, nearly all.
**buntáisde**, *gen. id.*, *f.*, an advantage.

## C

**caḃlaċ**, -aiġ, *m.*, a fleet.
**cáċ**, *indecl.* all (the people) i measg ċáċ, in the presence of all, cáċ is aspirated in the *gen.*
**caoineas**, -is, *m.*, gentleness; caoineas coṁráiḋ, a pleasant chat.
**cáirdeaṁail**, *adj.*, in a friendly manner.
**cáirdeas**, -is, *m.*, friendship.
**caislín cloċ**, *m.*, a stone-chatterer.
**calmaċt**, -ta, *f.*, bravery, also bragging.
**cara**, -ad, -aid, *f.*, a friend.
**carbad**, -aid, *m.*, a carriage.
**carr-ṁogal**, -ail, *m.*, a precious stone.
**carṫannaċ**, *adj.*, friendly.
**carṫannas**, -ais, *m.*, friendship.
**casaoid**, -ide, *f.*, a complaint.
**caṫḃarr**, -airr, *m.*, a head-gear.
**céaċta**, *gen. id.*, *m.*, a plough.
**ceanaṁail**, *adj.*, fond, affectionate
**ceann-aġaiḋ**, *gen.* -aiġṫe, *f.*, the face.
**ceaṫraṁa**, -an, -ain, *f.*, a quarter, a stanza.
**ceileaḃar**, -air, *m.*, warbling, also conversation.
**céile**, *gen. id.*, *m.*, a companion, céile coṁraic, an antagonist.
**céirseaċ**, -iġe, *f.*, a species of thrush.
**ceo draoiḋeaċta**, *m.*, a cloud of enchantment.
**ciallaiġim**, *v.*, *tr.* and *intr.*, I explain, I mean.
**cinnim**, *v. intr.*, I fail, cinnfiḋ sé orm, it will fail me; tá mé cinnte, I am sure.

**cion**, *gen.* ceana, *m.*, affection, love.
**ciúin-aigneas**, -is, *m.*, gentle conversation.
**ciuṁais**, *f.*, a border.
**claḋaire**, *gen. id.*, *m.*, a coward, *pl.* -aiḋe.
**claiḋeaṁ**, -iṁ, *m.*, a sword.
**cláirseaċ**, -ige, *f.*, a harp.
**clais-leaṫan**, *adj.*, hollow, broad-bladed.
**claoiḋim**, *v. tr.*, I subdue.
**cleaṁnas**, -ais, *m.*, a match.
**cleasaiḋe**, *gen. id. pl.* -aiḋṫí, *m.*, a trickster.
**cliaḃ**, -éiḃ, *m.*, the bosom.
**cliaṁain**, *m.*, *gen. id.*, a son-in-law, a connection by marriage.
**cluainiḋeaċt**, -ta, *f.*, guile.
**clúduiġim**, *v. tr.*, I cover.
**cneaḋ**, -a, a wound; *pl.* cneaḋaċa.
**cneas**, *gen.* cnis, cneasa, *m.*, the skin.
**cneasda**, *adj.*, honest.
**cneasdaċt**, -ta, *f.*, honesty; géar-ċneasdaċt, scrupulous honesty.
**cneasuiġim**, *v. intr.*, I heal.
**cogarnaiġil**, -iġle, *f.*, whispering.
**coigcríġ**, -iġe, *f.*, a remote place.
**coigcríġeaċ**, -iġ, *m.*, a stranger, a foreigner, *pl.* coigcriġṫe.
**coimdeaċt**, -ta, *f.*, a *verbal noun*, the act of waiting on, taking care of.
**coiméad**, -ta, *m.*, guarding, protecting.
**coiméad beaṫa**, *m.*, a life protector, a defence, *hence* the right hand.
**coimirce**, *f.*, protection, quarter.
**cóiriġim**, *v. intr.*, I dress, I adorn.
**coisiḋeaċt**, -ta, *f.*, walking.
**coll**, *m. indec.*, hazel.
**cómair**, *f.*, presence; os a ċómair, in his presence.
**comaraiḋeaċt**, -a, *f.*, form, appearance.
**comarṫaiḋeaċt**, -a, *f.*, a token.
**coṁlainn**, *gen.* of coṁlann, *m.*, a match in fighting.
**coṁlíonaim**, *v. tr.*, I fulfil.
**coṁluadar**, -air, *m.*, company, companionship.
**coṁluċt**, -a, *m.*, a party, a household.
**coṁ-ṁolaḋ**, -lta, *m.*, congratulation.
**coṁnuiġim**, *v. intr.*, I dwell, I stay, I rest.
**comórtas**, -ais, *m.*, competition, comparing.
**coṁrac**, -aic, *m.*, a combat.
**conáċ**, prosperity; a ċonáċ sin ort, I congratulate you on it.
**córaċ**, *adj.*, just, suitable.
**corṫa**, *part. adj.*, tired, done.
**corn**, -uirn, *m.*, a cup, a goblet.
**cosgarṫa**, *part. adj.*, destroying; aimsir ċosg. na fola, time of blood spilling; lá ċosgarṫa an tsneaċta, the day the snow is melting.
**coṫuiġim**, *v. intr.* and *tr.*, I dwell, I inhabit, I support.

craoiseaċ, -iġe, *f.*, a javelin.
créaċt, -a, *f.*, a wound.
criostal, -ail, *m.*, crystal.
cróḋaċt, -ta, *f.*, bravery.
cróganta, *adj.*, valorous.
Croimlinn, a place often mentioned in Fiannaiḋeaċt, where Fionn had twelve houses and twelve fires in each house, round each of which 104 persons could sit. Cr. na féad is spoken of as the place Oisín was reared.
cromaim, *v.*, I bend, I stoop.
cruaḋaċ, -aiġ, *m.*, steel.
cruaḋas, -ais, *m.*, hardihood, bravery.
cruaḋóg, -óige, *f.*, urgency.
cruṫ, -oṫa, *m.*, appearance, form.
cruṫuiġim, *v.*, I prove.
cuartuiġim, *v. tr.*, I search.
cuideaċt, company; in phrase i gcuideaċt, together
cuideaċtain, *dat.* of cuideaċta, *f.*, company.
culaiḋ, *gen. id. f.*, suit, attire.
cúlráideaċ, *adj.*, private.
cuṁa, also cuṁaiḋ, *gen.* cuṁaiḋe, *f.*, grief.
cuṁaċt, -ta, *f.*, power.
cuṁarṫa, *adj.*, fragrant.
cumas, -ais, *m.*, power.
cunús, -úis, *m.*, small pieces, refuse.

D

dáiṁ, -e, *f.*, relationship, connection.
daingniġim, *v.*, I fasten, I make firm.
dair, *gen.* daraċ, *f.*, the oak.
dána, *adj.*, bold.
ḋáréag, twelve (persons).
deaġ, *adj.* (always prefixed to noun, etc.), good, well.
deaġ-ṁaisiġim, *v.*, I adorn or beautify.
dealḃ ⁊ déanaṁ, in spoken usage deilḃ ⁊ déanaṁ, figure and general appearance.
deallruiġim, *v.*, I shine.
deallraḋ, *m.*, radiance.
dealuiġim, *v.*, I separate, I distinguish.
dealuġaḋ, -uiġṫe, *m.*, separation, distinction.
déiḋeanaċ, *adj.*, the very last.
deireannaċ, *adj.*, late, last.
deireannas, -ais, *m.*, lateness, nightfall.
deis, -e, *f.*, an advantage.
deoraiḋe, *m.*, a sympathiser, an exile.
diaṁair, *adj.*, mysterious.
dian, *adj.*, exact, severe, persevering.

ᴅíꞅ, -e, *f.*, two persons or things.
ᴅíṫ céille, *m.*, folly; ᴅíṫ móꞃ céille, great folly.
ᴅíṫ ꞅuain, *m.*, want of sleep.
ᴅiúlṫuiġim, *v.*, *tr.* and *intr.*, I refuse.
ᴅliġe, *m.*, *pl.* ᴅliġṫe, a law.
ᴅóiġ, -e, *f.*, a probability, a certainty; maꞃ ḋóiġ ḋe = maꞃ ᴅ'eaḋ, as it were.
ᴅóláꞅaċ, *adj.*, sorrowful
ᴅonaꞅ, -iꞅ, *m.*, ineffectiveness, misfortune.
ᴅoꞃċaᴅaꞅ, -aiꞅ, *m.*, darkness.
ᴅoꞃn-ċúl, *m.*, the hilt of a sword.
ᴅoꞅ, -uiꞅ, *m.*, a trumpet.
ᴅo-ꞅmaoinṫe, *adj.*, inexplicable.
ᴅꞃaoiḋeaċṫ, -ṫa, *f.*, enchantment, sorcery.
ᴅꞃeiġe, *f.*, a meteor.
ᴅꞃeóillín, *m.*, a wren.
ᴅꞃuiᴅim, *v.*, I close, to move close to
ᴅꞃuin, *f.*, ornamentation, also ᴅꞃuine.
ᴅual, -ail, *m.*, a lock of hair.
ᴅualaim, *v.*, I engrave
ᴅuḃaċan, -ain, *m.*, a blackening, darkening.
ᴅúiꞅeaċṫ, -ṫa, *f.*, awakening; i n-a ḋúiꞅeaċṫ, awake
ᴅúiꞅiġim, *v.*, I awaken.
ᴅúṫꞃaċṫ, -ṫa, *f.*, attention.

## e

eaċ, *gen.* eiċ, *m.*, a steed, *pl.* eiċ, *collective pl.* eaċꞃaiḋ.
eaᴅáinn, -nne, *f.*, Italy. [Local form of eaᴅáil, ioᴅáil.]
éaġcaoinim, *v.*, I lament.
éaġꞅaṁail, *adj.*, variegated, wonderful, peculiar.
éalóḋ, *m.*, eloping, 'to steal on,' to go away unobserved.
éaluiġim, *v.*, I come, or go away unobserved.
eaꞃḃall, -aill, *m.*, a tail.
eaꞅaonṫaꞅ, -aiꞅ, *m.*, disagreement.
eaꞅnaḋ (or eaꞅnaṁ), *m.*, a want.
eiᴅe pláṫa, *m.*, a coat of mail.
éifeaċṫ, -ṫa, *f.*, power, effectiveness.
éifeaċṫaċ, -aiġe, *a.*, powerful; éifeaċṫaċ ꞅaoġail, remarkably powerful. This usage, the *gen.* of ꞅaoġal after an adj., is common.
éiġcéill, *adj.*, wild; beiṫiḋiġ éiġcéill, wild beasts.
éiliġim, *v.*, I ask, I demand.
éin-ḟiꞃ, *gen.* of éin-ḟeaꞃ, one man; coṁꞃac éin-ḟiꞃ, single combat
éiꞃic, -e, *f.*, a recompense, *old gen.* éaꞃca.
eiꞃiġim, *v. intr.*, I rise; go n-éiꞃiġiḋ ᴅo ḃeannaċṫ leiꞅ, may your blessing 'thrive with him.'

# F.

fáġaltas, -ais, *m.*, a possession.
fáil, *f.* = fáinne, a ring.
Fáil, Críoċ Fáil, Ireland; feara Fáil, the people of Ireland, the public. [The latter is frequent in *Don.* also.]
failliġe, *f.*, neglect.
fáisnéis, *gen. id.*, tidings, account, history
fáisnéis, -e, *f.*, a history.
faiċċe, *f.*, a plain.
fáiteall, -ill, *m.*, providing, pursuing game.
falsaċt, -ta, *f.*, treachery.
faluiġim, *v.*, I cover.
fasduiġim, *v.*, I seize.
fá ṫrí, *adv.*, thrice; de'n ór fá ṫrí, of the purest gold, *i.e.*, gold which has been thrice smelted.
féaċaint, *f.*, a look, looking.
feall, *gen.* feille, *m.* in *nom.*, *f.* in *gen.*, deceit, treachery; *cf.* talaṁ which is *m.* in *nom.*, *f* and *m.* in *gen*
fealltaċ, *adj.*, treacherous.
fearaḋ, showering; fearaḋ na fíor-ḟáilte, a hearty welcome.
feasaċ, *a.*, aware of; ní feasaċ dom, I do not know; ní feasaċ mé air, I am not aware of it.
feilim, *v. intr.*, I suit, I fit.
feillḃeart, -eirt, *m.*, treachery.
feiṫim, *v. intr.*, I wait (used with le and ar).
féiṫeaṁ, *m.*, waiting.
fiaḋnais, -se, *f.* in phrase; i ḃfiaḋnais, in the presence of.
fiafruiġim, *v. intr.*, I ask, I inquire
fillim, *v.*, I return; filleaḋ a-ḃaile dóib, on their return home
fíoċṁar, *adj.*, fierce.
fiodán, -áin, *m.*, a telescope.
fíor-laoċra, *m.*, warriors.
flaiṫ, -aṫa, *m.* and *f.*, a prince, dominion, *see* forleaṫanas.
fleaḋ, -iḋe, *f.*, a feast.
fóiriġim, *v.*, I give relief to.
fóiriġin, -ġne, *f.*, relief.
forleaṫan, *adj.*, general; cuireaḋ forleaṫan, a general invitation.
forleaṫanas, -ais, *m.*, general dominion.
fóirneart, -irt, *m.*, oppression.
fóġnaim, *v. intr.*, I give service to, I render homage to, I prove serviceable to.
fóġnaṁ, in the phrase, ar fóġnaṁ, worthy.
fonn, -uinn, *m.*, inclination, willingness.
fonóid, -óide, *f.*, jesting, quizzing.
forránaċ, -aiġ, *m.*, a young strong man; ride forránaċ fanntaċ, a headlong dash.
fó ṫrí, *vid.* fá ṫrí.
fuagruiġim, *v. tr.*, I notify.

**fuaruiġim**, *v. intr.*, I cool.
fuasgluiġim, *v. tr.*, I redeem.
fuasgailt, *part. n.*, release.
fras, -sa, *m.*, a shower.
fréaṁ, -éiṁe, *f.*, a root.
fríṫeaḋ, *past auton.* (*pass.*) form of fáiġim, I get.
fuiġeall, -ill, *m.*, a remnant.
fuireasbuiḋ, in phrase dá ḟuireasbuiḋ, without him; dá fuireas-buiḋ, without her.
fuiriġ, wait; fuiriġ ort, wait a while.

## G

gaḃaim, *v. intr.*, I go; *v. tr.*, I seize.
gáḃaḋ (gáḃ), *m.*, danger.
gaiṁṫeaċ, *adj.*, biting, venomous.
gainne, *f.*, scarcity.
gáir, -e, *f.*, a shout, *pl.* gárta; gáir ṁaoiḋte, a shout of victory
gall-ċnó, *m.*, walnut.
gaol, -il, *m.*, relationship.
gárda, *f.*, a guard, also *m.*
gaṫ, *m.*, a lance, sting; *pl.* gaeṫe, gaṫanna.
gealaim, *v. intr.*, I shine.
geallaim, *v. tr.*, I promise.
gealltuiġeaċt, -ta, *f.*, infatuation.
geanaṁlaċt, -ta, *f.*, amiability, integrity.
géar-ċneasdaċt, -ta, *f.*, scrupulous honesty.
geasa, *pl.* of geis, *f.*, an obligation, principles.
géibeann, -inn, *m.*, prison; i ngéibeann, in captivity.
géillim, *v. intr.*, I submit, I give in.
géilleaḋ, *part. n. m.*, submission.
glaoiḋ, -e, *f.*, a shout, a call.
glas-ṁuir, -ara, *f.*, the sea.
gluaisim, *v. intr.*, I go, I march.
gnaoi, *m.*, countenance, affection.
gnáṫaċ, *adj.*, customary.
goillim, *v. intr.*, I 'prey' on, I affect.
greamuiġim, *v. tr.* and *intr.*, I join on to, I stick.
greamuiġṫe, *p.*, stuck.
greanaim, *v. tr.*, I carve.
greanta, *p. part.*, carved.
guais, -e, *f.*, danger; i nguais, in danger; as guais, out of danger
gusṁar, *adj.*, clever, smart.

## ı

iallaċ a ċur air, to compel.
iargcúl, *adj.*, retired, desert
imioll, -ill, *m.*, the border.

**immniḋe**, *f.*, trouble of mind, uneasiness
imṫeaċt, -ta, *m.*, going, departure.
íocṡláinte, *f.*, a balsam, a panacea.
íoḃlacaim, *v. tr.*, I escort, I accompany
iolḃuaḋaċ, *adj.*, having many powers.
ionḃa, *m.*, time leisure, pron. onaṁ.
ionnsuiġim, *v. tr.* I face, I attack, I turn towards.

## L

**laġduiġim, *v. tr.*, I lessen.**
láṁ, -iṁe, *f.*, a hand; i láiṁ, captured; de láiṁ, with (their) hands; i láiṁ le luaiṫ, as quick as possible (*lit.*, hand in hand, with quickness.)
láiṁ-éaċtaċ, *adj.*, mighty-handed.
lánaṁain, -ṁna, *f.*, a married couple.
lán-ṡoillseaċ, *adj.*, shining brightly; also lán-tsoillseaċ.
laoi or laoiḋ, -iḋe, *f.*, a lay.
láṫair, -ṫreaċ, *f.*, place presence; nílmuid i ḃfad ar láṫair, we are not far off.
leaḃar meaḃránaiġ, a register.
leaca, *gen. id.*, *pl.*, -iḋe, *f.*, the lower part of the cheek.
leaċt, -a, *f.*, a tomb, a monument, a pile of stones; is truaġ liom gur ṫóig mé a leaċt, an euphemistic way of saying 'I am sorry to have killed him.'
leanaṁaint, -aṁna, *f.*, following.
léargus, -is, *m.*, view, sight.
leaṫ-suim, I heed.
leigim, I give forth, leigeadar naoi ngárṫa cuṁa, they uttered nine shouts of sorrow; leig dó, desist from it.
leirg, -e, *pl.* learga, *gen.* also leargan, a slope, a mountain side.
leiṫriḋ, do leiṫriḋ, aside.
leiṫ-sgéal, -éil, *m.*, an excuse.
liaiġ, *m.*, a physician.
líoṁṫa, *adj.*, polished.
Loċ gCarmain, Wexford.
Loċ 'c Oirb, Lake of the son of Orb (Orbsen), L. Corrib.
loinnir, -e, *f.*, radiance, brightness.
lonnraċ, *adj.*, shining.
luaċ saoṫair, *m.*, a reward.
luan, -in, *m.*, the end, the day of judgment; lá an luain, the last day.
luaṫad, -id, *m.*, vigor, strength.
luġnas, -ais, *m.*, August, Lammas.
luingis, *a coll. n.*, ships, *pl.* luingseaċa.
lúireaċ, -iġe, *f.*, armour.
lúṫ, *a.*, strong, vigorous.
luṫġáir, -e, *f*, gladness, rejoicing.
lúṫṁar, *a.*, strong, powerful.

m

macánta, *a.*, mild, meek.
maidir le, *prep.*, as regards, as to.
maiġdean, -ine, *f.*, a maiden.
maise, *f.*, beauty.
maiseaċ, *adj.*, beautiful.
maiṫe, *coll. n.*, chieftains.
malraid, *f.*, an exchange, another (when preceded by *poss. pron.*)= malairt.
Maol, -e, Sruṫ na Maoile Mairḃe, the sea between Ireland and Scotland.
maoṫ-ṡról, -óil, *m.*, soft satin.
mar ḋóiġ ḋe, *adv.*, as it were, forsooth.
meaḃair, -ḃraċ, *f.*, perception, intelligence.
meaḃránaċ, -aiġ, *m.*, a memorandum.
meaḋaċan, -ain, *m.*, a weight.
meallaim, *v. tr.*, I deceive.
mealltaċ, *adj.*, deceptive, deceitful.
meanmain, -mna, *f.*, the mind.
meanmnaċ, *adj.*, spirited.
meargánta, *adj.*, fierce, angry, cross.
mear-lúṫṁar, *adj.*, quick and sprightly.
meaṫ, *f.*, -a, decay.
meaṫtaċt, -a, *f.*, cowardice, weakness.
meiḋreaċ, *adj.*, merry.
méin, -e, *f.*, mien, deportment.
meireaċ = muna mbeaḋ, *adv.*, but for, were it not for.
milleán, -áin, *m.*, blame.
millteaċ, *adj.*, destructive, terrible.
miṫid, *indec.*, time, high time, late enough.
móide, *f.*, a vow.
mór-ṁuiniġneaċ, *adj.*, having high hopes.
mór-uaisle, *pl.*, the nobility.
mór-uaisleaċt, *f.*, nobility.
múċaim, *v. tr.*, I quench.
músglaiġim, *v. intr.*, I awaken.

n

náṁaid, -ad, *m.* and *f.*, an enemy.
néaṁainn, -naċ, *f.*, a pearl. [Also néaṁann, *m. gen.* -ainn.]
neartuiġim, *v. tr.* and *intr.*, I strengthen.
neartuġaḋ, -uiġṫe, *m. part.*, accompanying.
neóin, -óna, *f.*, evening, a late hour.

o

obaḋ, *m.*, a refusal; also *verb* obaim, I refuse.
ócáid, -de, *f.*, an occasion.

oġam-ċraob, a kind of cryptic writing used by the ancient Irish, Ogham.
ógláċ, -aiġ, *m.*, a young man, a hero.
oileaṁain, -na, *f.*, nurture, bringing up.
oilim, *v. tr.*, I nourish, I rear.
óirġréar, -éir, *m.*, gold embrcidery.
ollṁaoin, -e, also -eaċ, great riches.
ómbra, *m.*, amber ; also eombra.
orduiġim, *v. tr.*, I order.
orduġaḋ, -uiġṫe, *m.*, an order.

P

preab, -eibe, *f.*, a start, a throb.
príoṁ-ċaṫair, -aṫraċ, *f.*, a chief city
pósaḋ, -sta, *m.*, act of marrying.

R

radarc, -airc, *m.*, sight of the eyes.
ráiḋte, the phrase "i ráiḋte is" is another way of saying "saoi ráḋ is" = since, because.
réabaim, *v. tr.*, I rend, I tear.
réim, -e, *f.*, progress.
riaġaltas, -ais, *m.*, government.
ríoġaċt, -ta, *f.*, a kingdom.
ríoġan, -aine, -ġna, *f.*, a queen, a princess.
ríoġḋa, *adj.*, kingly.
ríoġ-ġaisgiḋeaċ, -iġ, *m.*, a princely hero
rosg, -uisg, *m.*, sight.
ruaṫar, -air, *m.*, a rush, a dash.

S

saiġeaḋ, -iḋ, *m.*, an arrow, also an arrow-head.
saiġnear, -is, *m.*, discourse.
saileog, -óige, *f.*, a willow.
sáiṁ, *adj.*, calm mild.
sáinn, -e, *f.*, a corner, a fix.
saṁail, -ṁla, *f.*, a match for, a parallel.
saṁaltán, -áin, *m.*, an emblem.
santaċ, *adj.*, eager, covetous.
santuiġim, *v. tr.*, I desire, I covet.
saoġalta, *adj*, earthly.
saor-ċeardḋa, *m.*, a craftsman.
sáruiġim, *v. tr.*, I out-o, I weary.
sáruiġṫe, *adj.*, exhausted, done up.
sáṫaḋ, -áiḋte, *m.*, a thrust.

seafóid, -óide, *f.*, nonsense

seanċaiḋe, *m.*, a story-teller, a genealogist.

sean-nósa, *pl.*, antiquated customs, ancient customs.

seilg, -e, *f.*, a chase, an excursion.

séiṁ, *adj.*, mild.

seinnim, *v. tr.*, I play (a musical instrument); ag seinm ċeóil playing music.

siamsaṁail, -ṁla, *adj.*, mirthful.

síḋe-ḃean, -ṁná, *f.*, a fairy woman.

sioḃrán, -áin, *m.*, a rushing noise

siúnta, *m.*, a split, a joint; *pl.* -taí.

sgafánta, *a.*, active, quick.

sgannruiġim, *v. tr.*, I frighten, *v. noun* sgannraḋ, *gen.* sgannarṫa, fright.

sgaraċa, *pl.* joints.

sgáraoid, -e, *f.*, a table-cloth.

sgaoiṫ, -e, *f.*, a swarm.

sgáṫ, -ṫa, *m.*, a shadow; ar sgáṫ, for the sake of.

sgéala, *pl.*, tidings, greetings.

sgéalaiḋe, *m.*, a story-teller.

sgéalaiḋeaċt, -ta, *f.*, story-telling.

sgiaṫ, -éiṫe, *f.*, a shield.

sgíṫ, -e, *f.*, rest.

sgoiltim, *v. tr.*, I split.

sguan, *m.*, a tale; sgéal nó sguan, 'tale or tidings.'

sléaċt, -ta, *m.* and *f.*, destruction, slaughter.

sleaṁain, *adj.*, slippery, 'slim.'

soillse, *f.*, brightness.

soillsiuġaḋ, -iġṫe, *m.*, shining.

soineanntaċt, -ta, *f.*, good-heartedness, cheerfulness.

so-ṁeanmnaċ, *adj.*, cheerful, good-humoured.

spéarṫa, the heavens; *pl.* of spéir.

spéir-ḃean, -ṁná, *f.*, a beautiful woman.

sriaċan, 'cur s. ar an saoġal' (*recte* suiḋeaċan), discussing current topics.

srian, -ain, *m.*, a bridle; also *fem.*

staidéar, -éir, *m.*, steadiness.

steallaim, *v. tr.*, I dash.

stiallaim, *v. tr.*, I tear into strips.

suaḋ, -aiḋ, *m.*, a learned man. [Properly *gen. pl.* of saoi.]

suaiṁneas, -is, *m.*, quietness, tranquillity.

suaiṁniġim, *v. intr.*, I become quiet.

suḃaċ, *adj.*, cheerful.

suḃáilce, *f.*, virtue, comfort, cheeriness.

súgraḋ, -úgarṫa, *m.*, fun

suiḋeaċan, -ain, *m.*, sitting; i suiḋeaċan, in ambush. [It occurs also in the form sriaċan, *i.e.*, sruiḋeaċan, with adventitious r, as is frequent in the spoken tongue in many words; see sriaċan.]

## T

tagraim, *v. tr.*, I draw down, I dispute.
tagarṫa, *part.*, disputing, initiating.
taitnighim, *v. intr.*, I please, I am agreeable to.
taoiseaċ, -igh, *m.*, a leader.
taisbánaḋ, -ainte, *m.*, an exhibition.
teaċtaire, *m.*, a messenger.
teaċtaireaċt, -ta, *f.*, a message.
teaġlaċ, -aiġ, *m.*, a hearth, a household.
teangṁáil, -ála, *f.*, an encounter.
teasdas, -is, *m.*, character.
teiṁeal, *m.*, a darkening, an eclipse.
tláiṫ, *adj.*, weak, pliant, smooth.
togruighim, *v. intr.*, I like, I wish.
toileaṁail, -ṁla, *adj.*, willing.
toirċim suain, a deep sleep; toirċim pron. toirṫim
toirt, -e, *f.*, a bulk.
tormán, -áin, *m.*, noise, murmur.
traoċaim, *v. tr.*, I exhaust, I dry up.
traoċta, exhausted, shrunken.
treáinneaċ, *adj.*, feeble, delicate.
treasgairt, -arṫa, *f.*, *part.*, overthrowing.
tréarṫa, *m.*, qualifications, accomplishments.
treise, *f.*, victory, success, power.
treoruġaḋ, -uiġṫe, *m.*, direction, guidance.
tuairisg, *m.* and *f.*, tidings, account.

## U

uaṫḃásaċ, *adj.*, terrible.
uġaċta, *gen.* of uġaċt, *f.*, a will; also uġaċta in *nom.*
uġdar, -air, *m.*, an author.
uaiṁ, -e, *f.*, a cave, often *pron.* uainn.
uireasḃaċ, *adj.*, wanting, short.
ullġárdas, -ais, *m.*, great joy.
uṁa, *m.*, copper, also uṁaiḋe.
uṁluiġim, *v. intr.*, I make obeisance to.
urraim, -ama, *f.*, homage, respect.

# Aguisín.

aos seanmna, 50, 14, properly aos seanma, musicians.

ceárd = ceard, quarter, point of the compass, direction.

cinnte, failed; go raiḃ sé c. orṫa, that they had failed.

córta = cóir, right, proper, just.

d'oile, well, however.

gaṫ-bolg, a kind of dart; *lit.*, belly-dart.

greannta, 42, y: read greanta as in Foclóir.

maraon leoḃṫa, along with them.

teaċtṁar, handsome, good-looking.

# Seaċrán agus Cló Caiṫte.

| Leaṫanaċ. | Líne. | Cló-ḋearmad. | Ceartuġaḋ. |
|---|---|---|---|
| 3 | x | b'féidir | b'ḟéidir |
| 6 | 18 | ar | an |
| ,, | 25 | ċongḃáil." | ċongḃáil?" |
| 7 | 2 | Tréiṫ ḟear | Tréiṫ-ḟear |
| ,, | z | nio. | níor |
| 8 | 7 | ċongḃail | ċongḃáil |
| ,, | 28 | ḋúb-ċúl | ḋuḃ-ċúl |
| 9 | 7 | cia', | cia'r |
| 10 | 24 | Roṁánaċ | Róṁánaċ |
| 12 | 16 | .anann | ḟanann |
| 15 | 1 | si. | siḃ |
| ,, | 23 | a. | ar |
| 17 | 16 | gclearaib | gclearaiḃ |
| ,, | 22 | n-éan | n-éan- |
| 18 | 13 | annsi | annsin |
| ,, | z | lá. | lár |
| 20 | 7 | Roṁánaċ | Róṁánaċ |
| ,, | 9 | Roṁánaiġ} | Róṁánaiġ |
| ,, | z | bfeacaiḋ | ḃféaċfaiḋ |
| 23 | 16 | Fuirig | Fuiriġ |
| ,, | 21 | glaoiḋ | ġlaoiḋ |
| ,, | z | .an | fan |
| 24 | 14 | .eaḋ | feaḋ |
| 25 | 16 | ḋ. . | ḋ'á |
| ,, | 19 | nac | naċ |
| 26 | 22 | .uille | buille |
| ,, | 23 | Roṁánaiġ | Róṁánaiġ |
| 28 | 1 | uct | uċt |
| 32 | w | samail | saṁail |

| Leaṫanaċ. | Líne. | Cló-ḋearmad. | Ceartuġaḋ. |
|---|---|---|---|
| 32 | z | .ul | sul |
| 34 | 14 | déanaṁ | ḋéanaṁ |
| ,, | y | a.iaṁ | ariaṁ |
| ,, | ,, | foglum | foġluim |
| 35 | 11 | diaiḋ | ḋiaiḋ |
| 36 | 3 | Caiṫeadar | Ċaiṫeadar |
| 37 | x | .in | sin |
| 38 | y | .áisnéis | fáisnéis |
| 42 | 5 | si. | siḃ |
| ,, | 21 | gaḃ | ġaḃ |
| 43 | 8 | saiḋ.ris | saiḋḃris |
| 47 | 15 | ċóir | cóir |
| 48 | 8 | tarm | ṫarm |
| 51 | 5 | b'fearr | ḃ'ḟearr |
| 53 | z | naċa. | naċar |
| 54 | 2 | Roṁánaiġiḃ | Róṁánaiġiḃ |
| ,, | z | .éin | féin |
| 57 | 9 | congḃamar | ċongḃamar |
| ,, | 22 | Ċaṫaċ | Ċataċ |
| ,, | y | ṫarḃáin | ṫarbáin |

---

# Foclóir.

| Focal. | Cló-ḋearmad. | Ceartuġaḋ. |
|---|---|---|
| | aois-dioḃall | aois-dioġḃáil |
| s.v. cáċ | các | cáċ |
| | comarṫaiḋeaċt | coṁarṫaiḋeaċt |
| s.v. forránaċ | side | siḋe |
| ,, fuireasbuiḋ | hei | her |
| ,, leaṫ-suim | I heed | heed, half-heed. |

